Figheadóir

# An Fiġeadóir

Tomás Ó hAoḋa
do scríoḃ

Brún agus Ó Nóláin, Teor.
i mBaile Áta Cliat :: i mBéal Feirste
i gCorcaiġ :: i bPortláirge

# Ḃrollaċ.

Focal i dtaoḃ na scéal atá ins an leaḃar so.

I Sráid na Caṫraċ i gCo. an Ċláir fuaras an mianaċ atá ionnta, aċt m'innsint féin atá ar a ḃfurṁór. Do ḃíodar i gcló ċeana annso agus annsúd, aċt do ċoṁairliġeaḋ dom iad do ḃailiuġaḋ le ċéile agus leaḃar a ḋéanaṁ díoḃ. Tá sé sin déanta anois agus tá súil agam go dtaitneoċaiḋ "An Fiġeadóir" leis an sluaġ, idir scéalta, pictiúirí, agus clúdaċ.

I ḃfoċair an ċéad scéil tá scéal eile ann a fuaras óm' ṁáṫair: "Nuair a Ṫiocfaiḋ Dá Ċeann ar an Nóinín." Ar mo ḋeiriḃ-ḃeart féin do ḋeineas "Eaċtra Nóta Deiċ bPúnt."

An scéal úd "Turas an Doṁain," aor buḋ eaḋ é, a deineaḋ ar "Ġiollaiḃ na Seaċránaċta"—daoine a ċeapaḋ go mbeidís scarṫa go bráṫ le hanró an t-saoġail dá dtéiġdís tar sáile ċun sliġe beaṫa do ḃaint amaċ, cé go mbíoḋ cóir ṁaiṫ maireaċtála

orṫa ag baile. Óm' aṫair do ċualas an scéal so, aċt ní'l na heaċtraí go léir ann mar tá cuid aca dearṁadta agam.

Caiṫfiḋ mé mo ḃuiḋeaċas do ġaḃáil le Maitiú Ó Coileáin, B.E., Dip. Ed. N.U.I., agus le Pádraig Ó Broin, B.E., Dip. Ed. N.U.I., mar ġeall ar a cúramaiġe is do léiġeadar na promanna dom.

TOMÁS Ó hAOḊA

# An Clár.

# Pictiúirí.

# An Fiġeadóir.

## Cionnus mar fuaraḋ an scéal.

Bliaḋanta ó ṡoin do ḃíos oiḋċe ag baile i Sráid na Caṫarċ ag seanċus cois teineaḋ lem' ṁáṫair. Ḃí mo ḋeirḃṡiúr ag iarnáil éadaiġ cláir nár cuireaḋ fé'n iarainn riaṁ roiṁe sin, mar ba ċeann nuaḋ é, agus nuair do ḃí sé réiḋ aici agus é fillte ar an mbórd, do ṫóg mo ṁáṫair idir a láṁaiḃ é ag féaċaint ar imṫiġ aon ċaiṫeaṁ ar an áḋḃar an faid do ḃí sé fé niġeaċán.

"Deamasc," ar sisi, fé mar do ḃéaḋ sí ag cuiṁneaṁ ar ruḋ eicínt, agus annsin d'iompuiġ sí i leiṫ orm-sa, agus d'ḟiafruiġ sí ḋíom an raiḃ 'ḟios agam cionnus ar deineaḋ an t-éadaċ úd a tugtar "Deamasc" air, an ċéad uair.

B'éigin dam a adṁáil ná raiḃ 'ḟios agam, agus annsin d'innis sí ḋam an scéal so a leanas; agus do ṫaitniġ sé ċoṁ muar sin liom gur scríoḃas síos é ó n-a hinnsint féin. Do ċaiṫeas seaċtṁain ag cur an scéil ins an riocṫ 'n-a ḃfuil sé anois, mar gaċ aon uair a léiġfinn an scéal ḋí, tar éis é do ċur síos, do ġeoḃaḋ sí lúb-ar-lár eicínt ann, agus ċaiṫfinn feaḃas do ċur air annso agus annsúd. Fé ḋeire ní féad-faḋ sí breis slaiċt do ċur air, agus annsin ar sisi, "Is cosaṁail anois é le scéal a léiġfeá a leaḃar."

# AN SCÉAL.

## I.

Nuair do ḃí an Ṁaiġdean Ṁuire agus Naoṁ Iosaip ag teiċeaḋ le n-a n-anam go dtí an Éigipt, ċun an Naoiḋeanáin Naoṁṫa do ḃreiṫ leo as an gcontaḃairt do ḃí ag bagairt air, agus é do ṡaoraḋ ó ċrúcaiḋiḃ an ḃiṫeaṁnaiġ úd Éaroḋ, do rug an oiḋċe orṫa i n-áit uaigniġ ar an mbóṫar ó ḋeas.

Ḃíodar tuirseaċ, tnáiṫte, tar éis a ḃeiṫ ar siuḃal i gcaiṫeaṁ an lae, mar ní leigfeaḋ an sceannraḋ ḋóiḃ aon ṁoill a ḋéanaṁ, nó suaiṁneas a ġlacaḋ ar an mbóṫar, ar eagla go mbéaḋ aon tóir orṫa; agus ba ṁaiṫ leo an méid sliġeaḋ as ba féidir leo do ċur idir iad féin agus an anaċain.

Ḃíodar i gcruaḋ-ċás, mar ní raiḃ aon áit le feiscint 'n-a ḃfuiġdís lóistín na hoiḋċe, agus ḃí an Ṁaiġdean Ṁuire boċt préaċta leis an ḃfuaċt, mar cé go mbíonn an ġrian ag scoilteaḋ na gcloċ le n-a teas i gcaiṫeaṁ an lae san Doṁan Ṫoir, éirġeann feoḋan millteaċ-ḟuar ann nuair a tuiteann an oiḋċe; aċt do ḃí Dia dá dtionnlacain —molaḋ go deo leis—agus níor ḃfada go ḃfacadar botáinín beag ar ṫaoḃ an ḃóṫair, agus ba ṁuar an tógaint ċroiḋe ḋóiḃ é.

Pé'r doṁan é do ċuaiḋ an Ṁaiġdean Ṁuire fé ḋéin an dorais agus nuair do ṡeas sí ar an dtairsiġ 'sé rud a duḃairt sí:

"Bail Dé isteaċ annso, agus an raṫ ná

fuil ar an dteig seo anoċt, sí mo guiḋe go mbeiḋ sé air fé ṁaidin."

"Sin í mo ġuiḋe-se leis, agus go gcloisiḋ Dia í," arsa Naoṁ Iosaip.

Baḋ é rud é teaċ fiġeadóra, agus ḃí an fiġeadóir agus a ḃean n-a suiḋe cois teineaḋ, aċt is ar éigin go raiḃ spréiḋ ar an dteallaċ mar ní raiḃ ann aċt gríosaċ; agus ḃí cuma an dealḃais agus na boċtanaċta orta féin agus ar an dteiġ; aċt dár 'nḋó, do ḃí taiṫiġe ag an Maiġdin Ṁuire agus ag Naoṁ Iosaip ar an ndealḃas agus ar an mboċtanaċt: nár ḃ'éigin dóiḃ a ċur fúṫa i mboṫóigín de ṁainséar fé scailp, an oiḋċe Nodlag úd do rugaḋ ár Slánuiġṫeóir—míle molaḋ muar leis anoċt!

D'éiriġ an ḃeirt agus ċuireadar fáilte roiṁ na deoraiḋṫiḃ.

"'Sé rud a ṫug annso sin," ars an Ṁaiġdean Ṁuire, "aċt ag féaċaint a' ḃfaġaimís fascaḋ na hoiḋċe uaiḃ, mar tá bóṫar fada curṫa ḋínn againn agus támaoid traoċta."

Do ġlac bean an fiġeadóra truaġ ḋí, mar do ṫug sí fé ndeara go raiḃ sí caitte, cárnuiġṫe, tar éis a ḃeiṫ ag iomċar an Naoiḋeanáin Naoṁṫa ar a huċt i gcaiteaṁ an lae.

"Taḃarfaimíd fascaḋ na hoiḋċe ḋiḃ agus fáilte," arsa bean an fiġeadóra, agus d'iarr sí orta teaċt isteaċ. Do ċuir sí an Ṁaiġdean Ṁuire n-a suiḋe sa ċúinne le hais an leaṫ-scéil de teiniḋ a ḃí ann, agus do ṫóg sí an Leinḃín Naoṁṫa uaiṫi ċun a leigint di a tuirse do ċur di. Ba ḃeag a ḃí a 'ḟios aici gur ḃ'é Mac Dé a ḃí ar a

baċlainn aici, mar níor leig na deoraiḋte orta cé'r ḃ'iad féin i n-ao'-cor.

"Tá gáḃaḋ le n-ḃur nguiḋe," arsa bean an fiġeadóra, "mar is suaraċ an ċaoi atá orainn ċun óstaiḋeaċta do ṫaḃairt d'éinne. Ní'l biaḋ ná beaṫa, ná fiú aṁáin áḋḃar teineaḋ san teiġ agáinn anoċt."

"An ḟaid a ḃeiḋ fascaḋ againn ó ḟuaċt na hoiḋċe ní ḃeiḋ aon ċúrsaiḋe gearáin againn," ars an Ṁaiġdean Ṁuire, "agus is goire caḃair Dé ná an doras."

Fear ciúin, macánta, buḋ eaḋ an fiġeadóir, agus ní duḃairt sé dada ó ṫáinig na deoraiḋte isteaċ ċúċa; aċt nuair d'airiġ sé an Ṁaiġdean Ṁuire á ráḋ gur ġoire caḃair Dé ná an doras do ċorruiġ rud eicínt n-a ċroiḋe. Ṫóg sé tuaġ do ḃí i n-aice na teineaḋ agus do ġearr sé anuas sail de'n t-seol. Do ċeapadar, an triúr, gur ḃ'aṁlaiḋ do ḃí sé imtiġte as a ṁeaḃair, agus duḃairt Naoṁ Iosaip leis go mba ṁuar an náire ḋó a ċóir maireaċtála do lot gan ċúis. "Is fuirist sail nuaḋ do ċur ann," ar seisean, "nuair a ḃeiḋ gáḃaḋ leis." Do ḋein sé smutaiḋe beaga de'n t-sail agus do ċruaċ sé cuid aca ar an dteallaċ, agus níor ḃfada go raiḃ glaḋraċ breáġ ann a ṫug teas agus solus dóiḃ. Nuair do ċonnaic bean an fiġeadóra na lasraċa ag éirġe go soillseaċ buḋ é rud aduḃairt sí:

"Solus na Soillse,
Raḋarc na Tríonóide,
Grásta na foiġne,
I naġaiḋ na héagcóra!"

D'oscail an Naoiḋeanán Naoṁṫa a ṡúile agus d'ḟéaċ sé suas uirṫi, agus do leaṫ smeigeaḋ beag gáire ar a ḃeolaiḃ sé mar do ḃéaḋ Sé ag cur a ḃuiḋeaċais i n-uṁail ḋí.

Ba ġearr n-a ḋiaiḋ sin gur ṫáinig minnseaċ a ḃí ar fán go dtí an doras ag meigeallaċ ċun a crúiḋte. Do ċrúiḋ bean an ḟiġeadóra í, agus nuair do ċonnaic Naoṁ Iosaip an bainne, do ċuir sé i gcuiṁne ḋó go raiḃ bollóigín aráin n-a ṁála aige. Do roinn sé eatorra é, cé ná raiḃ aċt giobóigín an duine ann, agus annsin ní raiḃ easbaiḋ ḃiḋ ná ḋiġe ná teineaḋ orṫa.

"'Seaḋ," arsa bean an ḟiġeadóra, "is goire caḃair Dé ná an doras."

Agus níor deineaḋ dearmad ar an asailín féin, mar do cuireaḋ isteaċ i bpóirse ḃeag é taoḃ ṫiar de'n t-seol agus roinnt glasraiḋe leis.

Do ċaiṫeadar cuid ṁaiṫ de'n oiḋċe go soilḃir, sásta, idir seanċus agus scéalaiḋeaċt agus annsin do ċodluiġeadar go sáṁ go dtí maidin.

Ar maidin lá ar n-a ḃáraċ nuair do ḃí na taistealaiġ ag imṫeaċt, do ġaḃ an Ṁaiġdean Ṁuire agus Naoṁ Iosaip buiḋeaċas leis an ḃfiġeadóir agus le n-a ṁnaoi, agus ars an Ṁaiġdean Ṁuire ag gaḃáil amaċ an doras ḋí:

"Go dtugaiḋ Dia lá maiṫ ḋíḃ agus an raṫ ná fuil ar an dteiġ seo anois guiḋimse ar Ḋia na gCoṁaċt go mbeiḋ sé air sula dtuitfiḋ an oiḋċe."

"Sin í mo ġuiḋe-se leis," arsa Naoṁ Iosaip, agus annsin d'imṫiġeadar leo an bóṫar ó ḋeas.

## II.

Nuair do ḃí na deoraiḋṫe imṫiġṫe, do ġaḃ an fiġeadóir agus a ḃean amaċ ċun greama le n-iṫe do ṡoláṫairt dóiḃ féin ameasc na gcoṁarsan. Ḃíodar go beo boċt, mar do ḃí an ċáil amuiġ ar an ḃfiġeadóir ná raiḃ ann aċt tuaṫáluiḋe ná raiḃ eolas na céirde go ró-ṁaiṫ aige; agus is annaṁ a tugtaoi aon rud le déanaṁ dó.

Amaċ sa tráṫnóna ṫáinig an fiġeadóir aḃaile leis féin, agus do leaṫ a raḋarc air, agus do ġaḃ iongantas an doṁain é nuair do ċonnaic sé go raiḃ an seol n-a rioċt féin arís, agus é go díreaċ glan mar do ḃí sé sul ar ġearr sé anuas an t-sail de. Agus rud a b'iongantaiġe fós: ḃí tosnuġaḋ déanta sa t-seol ar éadaċ cláir agus do ḃí an méid aḃrais ann is do ċríoċnóċaḋ an t-éadaċ.

I ngan fios dó féin do ṡuiḋ an fiġeadóir isteaċ sa t-seol, agus nuair do scrúdaiġ sé an t-éadaċ do ċeap sé ná ḃfaca sé riaṁ aon rud níos deise ná an t-saṁail a ḃí ann. Pé'r doṁan é, do rug sé ar na feiteáin agus do ċrom sé ag obair dó féin. D'éiriġ leis an t-saṁail a ḃaint amaċ, agus do ḃí sé ag dul ar aġaiḋ go breáġ nuair do ṫáinig a ḃean aḃaile.

Níor tug an fiġeadóir sé ndeara í, mar

do ḃí sé ag taḃairt cúraim an doṁain do'n ġnó a ḃí idir láṁaiḃ aige, agus nuair do ċonnaic sí an ṁíorḃail do deineaḋ an faid do ḃí sí amuiġ, níor ḋein sí aċt í féin do ċaiteaṁ ar a glúnaiḃ agus buiḋeaċas agus molaḋ do ṫaḃairt do Ḋia na Glóire ar son gur éist Sé le guiḋeaċtain an ṁáṫairín ġleoite do ḃí istiġ aca an oiḋċe roiṁe sin.

Do ċríoċnuiġ an fiġeadóir an t-éadaċ cláir agus fuair sé luaċ maiṫ air. Do ċuir an feaḃas agus an snas a ḃí ar an éadaċ, agus maise na saṁla a ḃí ann, iongantas ar gaċ duine dá ḃfeacaiḋ é; aċt níor scéiṫ an fiġeadóir a rún le héinne, agus níor ḃfada go raiḃ goraḋ mór oibre air, mar gaċ éinne go raiḃ a luaċ aige, ḃí sé ag lorg éadaiġ cláir de'n t-saṁail céadna.

Tamall gearr n-a ḋiaiḋ sin do ṫárla go raiḃ ceannaiḋe ag dul ó ṫuaiḋ ó'n Éigipt go dtí an baile muar úd a tugtar Deamarcus air, agus do ċuir sé faoi i dteiġ ósta i n-aice na háite 'n-a raiḃ an fiġeadóir 'n-a ċoṁnuiḋe. Buḋ é rud é ceannaiḋe éadaiġ, agus do ċonnaic sé éadaċ cláir ins an dteiġ ósta a ṡáruiġ ar gaċ aon rud de'n tsórt dá ḃfaca sé riaṁ roiṁe sin, le feaḃas a ḋéanta, agus le háilneaċt a ṁianaiġ agus a ṡaṁla.

D'ḟiafruiġ an ceannaiḋe de'n óstóir cá ḃfuair sé an t-éadaċ cláir, nó cé ḋein é, agus d'innis an t-óstóir dó gur fiġeadóir boċt do ḃí n-a ċoṁnuiḋe aċar gearr uaṫa do ḋein é. Duḃairt an ceannaiḋe go mba ṁaiṫ leis an fiġeadóir a ḟeiscint; agus

do ċuir an t-óstóir giolla le n-a ċois ċun an tiġe do ṫeasbáint dó.

Ḃí an fiġeadóir ag obair go dian san t-seol agus a ḃean go gnóṫaċ ag dealḃaḋ nuair do ḃuail an duine uasal isteaċ ċúċa. Do ċuir sé spéis ṁór ins an obair, agus tar éis roinnt seanċais d'ḟiafruiġ sé de'n ḟiġeadóir caidé an luaċ a ḃí aige ar éadaċ cláir.

“Ní'lim ag éileaṁ aċt dá ṗíosa airgid an ceann orta,” ars an fiġeadóir.

Do ġaḃ iongantas an ceannaiḋe mar níor casaḋ a leiṫéid de ṁargaḋ air riaṁ roiṁe sin.

“Tá tú á dtaḃairt uait i n-aisce,” ar seisean, “mar is fiú a trí oiread airgid gaċ éadaċ aca súd, agus taḃairfiḋ mise ceiṫre píosaí an ceann duit orta, i ḃfoċair an aḃrais, má ṫagann tú féin agus do ḃean i n-éinfeaċt liom go dtí Deamarcus ċun iad do ḋéanaṁ annsúd dam.”

“Deamarcus!” ars an fiġeadóir, “Airiú! caidé an gnó a ḃéaḋ ag mo leiṫéid-se de ṫuataċ annsúd? Agus rud eile ḋe do ġeoḃ-ainn bás leis an uaigneas ann.”

“Ní ḃíonn uaigneas ar éinne a ḃíonn gnóṫaċ,” ars an ceannaiġe, “agus má ġlacann tú lem' ṫairgsint geallaim-se ḋuit ná beiḋ aga agat a ḃeiṫ uaigneaċ, mar beiḋ do ḋaoiṫint ṁuar le déanaṁ agat, cé náċ call duit tú féin a ṁarḃuġaḋ.”

“Dá dtaḃairṫeá an baile muar úd agus a ḃfuil ann dom,” ars an fiġeadóir, “ní raġainn ann. ‘Is buan fear 'n-a ḋúṫaiġ,’



Séimín aġ déanaṁ fóiriṫne ar Ṡorċa. l. 33.

mar adeir an sean-ḟocal, "agus ní ṫréigfinn an ball so 'n-ar rugaḋ agus 'n-ar tógaḋ mé ar éin niḋ, bíoḋ go raiḃ saoġal anróġaċ agam ann go dtí le déiḋeanaiġe."

"Déanfaiḋ mé fear saiḋḃir díot," ars an ceannaiḋe.

"Ní'l aon t-sainnt ċun saiḋḃris orm," ars an fiġeadóir.

"Beiḋ cead agaiḃ teaċt ṫar n-ais annso ar cuaird uair sa ḃliaḋain, má's maiṫ liḃ é," ars an ceannaiḋe, "agus díolfaiḋ mé féin costas an ḃóṫair díḃ." Aċt do ḃí an fiġeadóir go han-ċeanndána agus níorḃ aon ṁaiṫ a ḃeiṫ leis.

Annsin do laḃair an ḃean agus ar sise: "Féaċ, a ḋuin'-uasail, is aṁlaiḋ do ṫáinig do ṫairgsint go ró-ḣobann orainn, agus má's áil leat an ceist seo a ḟágaint mar atá sí go dtí tráṫnóna, b'ḟéidir go dtiocfaḋ aṫruġaḋ aigneaḋ ar m'ḟear, agus raġaiḋ mé féin ċuig an teiġ ósta le freagra ċuġat."

Duḃairt an ceannaiḋe go ḃfanfaḋ sé leis an ḃfreagra go dtí tráṫnóna agus d'imṫiġ sé leis. Annsin do ċuir an fiġeadóir agus a ḃean an ċeist tré ċéile.

"Sí mo ṫuairim láidir í," ars an ḃean, "ná fuil 'san dtairgsint seo aċt cuid de'n toraḋ atá ag teaċt ċuġainn de ḃárr na guiḋe do deineaḋ ar ár son nuair do ṫugamar fascaḋ na hoiḋċe dos na deoraiḋṫiḃ úd tamall ó soin, agus ní ceart duit-se anois bronntanas ó Ḋia do ḋiúltaḋ."

Do ṡocruiġ an méid sin cainnte an ċeist,

agus do ġlacadar le tairgsint an ċeann-aiḋe. D'imṫiġeadar leo ó ṫuaiḋ go dtí Deamarcus agus ba ġearr go raiḃ leaṫ-ċéad seol ag obair fé ṫreoir agus fé ċúram an ḟiġeadóra ag déanaṁ an éadaiġ. Ḃí an-ġlaoḋaċ air ó ġaċ áird agus do cuireaḋ ar fuaid an doṁain é as an mbaile ṁuar úd; agus mar ġeall ar gur deineaḋ i nDeamarcus é do tugaḋ "Deamarc" mar ainm ar an éadaċ.

Do ḃí an fiġeadóir agus a ḃean gan uireasḃaiḋ an t-saoġail orṫa an faid do ṁaireadar, agus tugaḋ urraim agus gradam dóiḃ. Pé ḃrabaċ a ḃíoḋ aca san airgead, agus níor ḃeag é, do ċaiṫidís é ag déanaṁ fóirṫne ar ḃoċtánaiḃ an ḃaile ṁuair; agus éinne a ṫáinig ċuig an doras ċúca ag lorg déirce níor leigeaḋ riaṁ ċun siuḃail follaṁ é.

Fuaradar saoġal fada fé raṫ agus fé ġrásta Dé—agus nár ṫuilleadar sin?

# Díoġaltas Ḋoṁnaill Ḃacaiġ.

## "Aiṫniġeann an ḟuil a ċéile."

### I.—Doṁnall Bacaċ.

Gliaḋaire gníṁ-éaċtaċ bud eaḋ Doṁnall Ó hAoḃa an faid do ṁair sé. Ní raiḃ aċ órlaċ des na sé troiġṫiḃ in easnaṁ air, agus do ḃí sé déanta dá réir. Fear breáġ duḃ, fear groiḋe scaoilte, go raiḃ cuma agus déanaṁ saiġdiúra air buḋ eaḋ é.

Tá cúpla céad bliaḋain ann anois; agus b'ḟéidir breis, ó ḃí Doṁnall in a ḃeaṫaiḋ; aċ tá tráċt mar ġeall air fós ins an dúṫaiġ 'nar ċoṁnuiġ sé, cé ná fuil an iomarca cuir-síos air i stairiḋeaċt Ṫuaḋ-Ṁuṁan. Is mó caṫ trom, fuilteaċ, gáiḃṫeaċ, gur ġaḃ Doṁnall tríd ó'n gcéad lá do noċtuiġ sé a ċlaiḋeaṁ i gcoinne na nGall; agus do ḃí a rian air, mar ní raiḃ ball leis nár gonaḋ uair eicínt le piléar, nó le lainn, nó le sleiġ.

Ḃí sé amuiġ ar Ḋoṁnall ná raiḃ lannaire tuas a ḟéadfaḋ buaiḋ a ḟaġáil air le claiḋeaṁ, mar do ḋeineaḋ sé cleaċtaḋ ar ċleasannaiḃ fé leiṫ, agus ċuirfeaḋ siad siúd an cosnaṁ ba ċliste ar neiṁ-ní. Ba ċosaṁail le cró iarainn an riġe do ḃí aige, agus sé n-a ḟaḃraiḃ do ḃí súile géara solusṁara a ṫaḃarfaḋ fé nḋeara an cor ba luġa a ċuirfeaḋ a naṁaid de, agus ní ċeapfaḋ sé siúd go raiḃ Doṁnall ar a áirdeall in ao'-ċor. Agus i dtaoḃ marcuiġeaċta: ḃí eaċ duḃ aige agus nuair do ḃéaḋ sé ar a ṁuin ní

ḃéarfaḋ dian-ġaoṫ na Márta air, agus níorḃ furiste d'éinne go mbéaḋ sé ar a tóir na sála do ḃreit leis go glan uaiḋ.

Ḃí Doṁnall i ḃfoċair an tSáirséalaiġ nuair do deineaḋ léirscrios ar ġunnaiḃ móra agus ar áḋḃar cogaiḋ Rí Liaim i mBaile an Ḟaoitiġ. Ḃí sé i Luimniġ le linn ionnsuiḋe na caṫraċ, agus do deineaḋ spruadar de ġlúin leis nuair do pléascaḋ an Daingean Duḃ. Níor deisiġeaḋ an ġlún i gceart agus do ḃí coiscéim ḃacaċ aige 'na ḋiaiḋ sin—cé go ḃféadfaḋ sé marcuiġeaċt a ḋéanaṁ coṁ maiṫ is dá mbéaḋ dá ċois folláine faoi—agus as sin amaċ tugtaoi “Doṁnall Bacaċ” mar leas-ainm air. Ḃí sé ar lár a ḋroma nuair d'imṫiġ an Sáirséalaċ agus a ṡluaġ go dtí an Ḟrainnc, agus do ġoill sé go mór air nár ḟéad sé ḃeiṫ 'na ḃfoċair; aċ caiḋé an gnó a ḃéaḋ ag mairtíneaċ annsúd? Nuair do ṫáinig bireaċ ar an nglúin do ġléas Doṁnall an t-eaċ duḃ agus ṫug sé aġaiḋ ar a ḃaile féin.

## II.—AN RUAGAIRT.

Do ċoṁnuiġ Doṁnall agus na seaċt sinnsir do ṫáinig roiṁe i mBaile Uí Aoḋa taoḃ ṫiar de Ṡráid na hInse; aċ ins an mbliaḋain 1695 do cuireaḋ cama-ḋliġṫe na nGall i ḃfeiḋim 'na coinne. Do baineaḋ seilḃ a ġaḃáltais ḃreáġ ḋe agus do tugaḋ an áit do ġangaire iasaċta darḃ' ainm dó

Seóirse Cólpuis. Sé bliadna roiṁe sin nuair do cuireaḋ an ġairm-scoile amaċ go raiḃ Séamus, Rí Ṡasana, ag teaċt go hÉirinn, agus go raiḃ saiġdiúirí ag teastáil ċun troda do ḋéanaṁ "ar son creidiṁ agus tíre!" mar aduḃraḋ, d'imṫiġ Doṁnall leis siar go dtí Carraig a' Ċaḃaltaiġ, cé go raiḃ bean agus triúr cloinne aige, agus do ġaḃ sé le marc-ṡluaġ an Ḃrianaiġ annsúd. Bean dataṁail álainn des na Brianaiġ buḋ eaḋ bean Doṁnaill, agus sul ar cuireaḋ an ruaig orta do ċuir an Cólpuiseaċ aiṫint uirṫi; agus aon lá aṁáin 'na ḋiaiḋ sin do ṫeangṁáileadar le n-a ċéile in aice le Baile Uí Aoḋa. Ḃí an Cólpuiseaċ ag marcuiġeaċt, agus do ṫúirling sé ċun labairt léiṫe, cé ná raiḃ mórán caidriṁ eatorra riaṁ, agus ba ġráin le Sorċa é féin agus gaċ duine dá ṫreiḃ. Pé'r doṁan é, i rit na cainnte duḃairt sé rud eicínt mí-ḃéasaċ léiṫe a ċuir náire uirṫi. Do las sí le feirg agus do ċuir sí madra do ḃí le n-a cois leis. Maraḋ go ndeaġaiḋ sé de léim ar ṁuin an ċapaill ní aiṫneoċaḋ a ṁáṫair féin é tar éis a ḃeiṫ in aċrann leis an madra allta úd. Do sceinn sé leis ar cos-in-áirde, aċ do ṫug sé a ṁóide air, agus é ag imṫeaċt, go mbainfeaḋ sé amaċ díol na beirte sin. Níor innis Sorċa—bean Doṁnaill—d'éinne beo riaṁ gur ṫuit a leiṫéid de rud amaċ, mar níor ṁaiṫ léiṫe bruiġean do ċur ar siuḃal idir Doṁnall agus an Cólpuiseaċ, ar eagla go gcuirfeaḋ a ċéile a ṁuinéal i gcontaḃairt; aċ i gan-ḟios di féin agus

an Cólpuíseaċ d'airiġeaḋ agus do conactas an méid do ṫárla eatorra.

Nuair do cuireaḋ an ruaig ar Ḋoṁnall b'éigin do féin agus a teaġlaċ agaiḋ do ṫabairt ar an ḃfásaċ, agus teiċeaḋ leo siar ó ḋeas go dtí feirm beag do ḃí aige in aice le Sliaḃ Colláin. Turas trom, tuirseaċ, buḋ eaḋ é, mar b'éigin dóiḃ na leatan-ṡliġte do seaċaint ar eagla go ndéanfaí creaċaḋ orta. Is mó cúram a ḃí ar Ḋoṁnall an faid do ḃíodar ar an mbóṫar; aċ b'é an cúram ba ṁó a ḃí air féin agus ar a luċt buaċailleaċta: a ṫréada do congḃáil le céile agus gan iad a leigint ar seaċrán. In ionad bóṫair réiḋ ní raiḃ ann aċ bóiṫrín cam crapaċ. Dúṫaiġ fiaḋain ġarḃ buḋ eaḋ an dúṫaiġ gur ġaḃadar tríṫi; aċ ḃí maise agus áilneaċt innti a ġaḃ léiṫe féin. Uair-eanta do ḃídís i lár gleanntáin aoiḃinn agus uaireanta eile ar ṫaoḃ cnuic ṁaoil ġairḃ, in áit ná raiḃ le feiscint aċ riasca fairsinge de ḟraoċ corcair, nó dromanna d'aiteann buiḋe, nó ísleán cnuic fé raiṫniġ ġlais. In áiteannaiḃ d'imṫiġ an bóiṫrín ag lúbarnaiġ tré coilltiḃ glasa agus scair-teaċa tiuġa, fé carraigeaċa loma, liaṫa, agus ṫar srutánaċa glóraċa glana. Is mó cor a ċuir an bóiṫrín úd de; aċ fé ḋeire ṫiar ṫall, do ḃaineadar, na teiċṁiġ, an ḟeirm amaċ, aċ do ċaiṫeadar dá lá agus oiḋċe ar an tsliġe.

Níor ġlac Doṁnall go ró-ḟoiġdeaċ leis an ruagairt do cuireaḋ air. Do ṁóidiġ sé go mbainfeaḋ sé amaċ sásaṁ ar son

na feill-ḃeirte agus na héagcóra d'impeaḋ air. Agus do ḃain. Aċ do ḃéaḋ an scéal i ḃfad níos measa ag an gCólpuiseaċ maraḋ gur ḃain bean Doṁnaill geallaṁaint de ná béaḋ aon ḃaint aige leis, toisc gur ṫug aṫair an Ċólpuisig caoi éaluiġṫe dá haṫair féin uair aṁáin do ḃí sé i ngéiḃeann ag Gallaḃuic na hInse.

Is minic do ḋeineaḋ Doṁnall éirleaċ ar ṫeaġlaiġ na nGall agus nuair do ċítí lasraċa teótáin in áit eicínt i lár na hoiḋċe sé rud a deirtí: "Tá Doṁnall Bacaċ go gnótaċ anoċt ambasa, agus go neart-uiġiḋ Dia leis!"

## III.—SÉIMÍN AGUS A ṀÁṪAIR.

Ar a ṫriall, lá, ó Lios Uí Ċaṫasaiġ, áit 'na raiḃ gaolta aige, do ṫárla gur ṫáinig Doṁnall ar aingeireóir de ṁnaoi a ḃí ag faġáil ḃáis ar ṫaoḃ cosáin fé'n ḃfásaċ ċorcair. Ḃí broinnseaċán de ġarsún 'na foċair agus níor leag Doṁnall súil riaṁ ar ċúmraċán níos aistiġe. Duine le Dia buḋ eaḋ é gan aon agó. Ḃí ceann an-ṁuar air agus baic ar a ṁuinéal aige. Ḃí sé fiar-súileaċ, geanncaċ, agus caimḃéalaċ. Ní raiḃ ball leis gan a ḃeiṫ mí-ċúmṫa, agus is ar éigin a d'ḟéadfaḋ na luirgíní caola do ḃí faoi meáḋċaint a ċuirp d'iompar cé go raiḃ spága móra fúṫa.

Do túirling Doṁnall de'n ċapall agus ċuaiḋ sé fé ḋéin na mná. D'éiriġ an cúm-

raċán agus d'imṫiġ sé de sciúird fé'n raiṫniġ ar nós coinnín, nuair do ċonnaic sé Doṁnall ċuige, agus ċuaiḋ sé i ḃfolaċ. Aċ do ṫáiniġ sé ag snáṁġail ar ais arís ar a ḃolg agus do luiġ sé taoḃ ṫiar de tor ag faire ar Ḋoṁnall. Ḃí an ḃean ḃoċt 'na luiġe fé scairt gan cor airti. Do ċrom Doṁnall síos agus d'ḟiafruiġ sé ḋi cad do ḃí uirṫi, nó cad do ḃain ḋi.

"Is baoġal liom go ḃfuil mo lá caitte," ar sisi, "agus náċ fada uaim an bás; aċ Dé ḃeaṫa grásta Dé." Is ar éigin do ḃí sé ar a cumas an méid sin cainnte a ḋéanaṁ, agus nuair stad sí do ṫáiniġ raċt uaṫḃáraċ casaċtaiġe uirṫi agus do lean sé ar feaḋ i ḃfad. Do ġlac Doṁnall truaġ ḋi, mar ba léir dó go raiḃ sí go dona. Ḃí crúsc beag uisce beaṫa i mála na diallaide aige, agus ṫug sé braoinín ḋi, agus ċuaiḋ an raċt ṫart.

"Cia'n fad annso tú?" arsa Doṁnall.

"Ó ṁaidin," ar sisi, agus do ḃí sé tar éis an ṁeáḋain lae an uair sin.

"Cé leis an garsún úd do ḃí annso it' ḟoċair?"

"Séimín boċt," ar sisi, agus d'eiriġ na deora in a súiliḃ, "is liom-sa é agus go ḃféaċaiḋ Dia anuas air indiu."

"Cá ḃfuil t'ḟear uait, nó a ḃfuil sé 'na ḃeaṫaiḋ?" arsa Doṁnall.

D'ḟéaċ sí air go sceonaṁail, aċ níor laḃair sí go ceann tamaillín.

"M'ḟear!" agus táiniġ osna trom pianṁar ó 'na croiḋe. "Á, mo ċreaċ ġéar

agus mo lón dóiġte! sé sin an rud a ṁairḃ mé. Is náir liom a ráḋ leat ná raḃas pósta riaṁ, cé gur ċuir aṫair Séimín an fáinne seo ar mo ṁéir, i láṫair ḃiṫeaṁnaiġ a leig air gur sagart a ḃí ann," agus do ṫóg sí a láṁ ḃoċt ċaitte i gcaoi go ḃfeiceaḋ Doṁnall an fáinne breáġ óir a ḃí á ċaiteaṁ aici.

"Tuigim, a ċroiḋe," arsa Doṁnall, "ní raiḃ in earnaṁ aċ beannaċt na hEaglaise; aċ tá aiṫṁéala orm anois gur ċuireas aon ní mar é sin i gcuiṁne ḋuit."

"Níl gáḃaḋ leis an leiṫ-scéal," ar sise, "mar níor scar an feall do deineaḋ orm lem' ċuiṁne ó rugaḋ Séimín."

"Aċ ar miste liom a ḟiafruiġe ḋíot cé ḋein an feall ort," arsa Doṁnall.

"Biṫeaṁnaċ des na Gallaṗuic, mo ṡeaċt míle mallaċt anuas air inḋiu," ar sise, "aċ ní ceart dam a ḃeiṫ ag eascainí, agus go maiṫiḋ Dia mo ṗeacaí dam."

"Cé hé an biṫeaṁnaċ?" arsa Doṁnall.

"Seóirse Cólpuis má tá aiṫint agat air," ar sise.

Ḃí Doṁnall ar a leaṫ-ġlúin le taoḃ na mná, agus nuair d'airiġ sé ainm an té a ḋein an éagcóir uirṫi do ṗreab sé 'na ṡeasaṁ fé mar do ḃeaḋ naṫair neiṁe fé na ġlúnaiḃ.

"Seaḋ," ar seisean, "agus mo ṡeaċt—" do stad sé agus do ċroiṫ sé a ċeann, "aċ is baoṫ an rud é a ḃeiṫ ag mallaċtú, agus fágfaiḋ mé fé Ḋia é—go dtí go ndéanfaiḋ sé aon ċuir-isteaċ orm arís."

D'ḟéaċ an ḃean tinn air le hiongantas.

"Cé hé tú féin?" ar sise.

"Is mise Doṁnall Ó hAoḋa," ar seisean, "Doṁnall Bacaċ a tugtar orm."

"Á," ar sise, "do ḃí feall beartuiġṫe aige ort-sa, uair aṁáin, a ḃéaḋ i ḃfad níos measa ná an feall do ḋein sé orm-sa, dá ḃféadfaḋ sé é do ċur i ngníoṁ."

"Agus nár ċuir sé i ngníoṁ é?" arsa Doṁnall, "Nár ruaig sé as mo ġaḃáltas me? Nár ċuir sé le fuaċt agus le fánaiḋ me?"

"B'é siúd an ċuid ba luġa de'n olc a ċeap sé a ḋéanaṁ ort," ar sise.

"Ní féadfaḋ sé a tuilleaḋ a ḋéanam aċ bata na croiċe do ṫabairt dam."

"Níl teora leis an gceilg atá 'na ċroiḋe: ḃí socruiġṫe aige, uair aṁáin, do ḃean ġleoite d'ḟuadaċ uait, agus tú féin a ḋíbirt," ar sise, "aċ b'é toil Dé é go raiḃ sé ar mo ċumas cosc do ċur leis."

Ṫáinig crapaḋ ar ġuailniḃ Ḋoṁnaill agus do ṡúiġ sé isteaċ a ċuid anála go pianṁar, fé mar do ḃéaḋ bior dearg ag dul i ḃfeoil ann, d'at sé le feirg, aċ do ċuiṁniġ sé ar an ngeallaṁaint do ṫug sé dá ṁnaoi agus do ḃrúiġ sé an fearg fé ċois. "Go dtugaiḋ Dia grásta na foiġne dam in aġaiḋ na héagcóra," ar seisean.

Do ġaḃ raċt eile an ḃean ḃreoiḋte agus is iongantaċ nár múċaḋ í; aċ do ṫug an t-uisce beaṫa faoiseaṁ dí arís, agus do ṁaoluiġ an taom. Do ċrom sí ar ṗaidreóir-aċt aċ tar éis tamaill do laḃair sí arís.

"Ní feadar," ar sisi, "a ḃféadfá sagart a tabairt ċugam?"

"Déanfaiḋ mé mo ḋíċeall," arsa Doṁnall. Do ċuaiḋ sé ar ṁuin an ċapaill agus d'imtiġ sé. Táinig Séimín amaċ ar an áit 'na raiḃ sé i ḃfolaċ agus do ṡuiḋ sé in aice a ṁáṫar, agus do ċrom sé ag cainnt léiṫe; aċ ní raiḃ le cloistint uaiḋ aċ "Ur a lag a luċ, um ċlop ur ġlun, a mun ung tlá a ċlán," agus mar sin de; mar, i ḃfoċair gaċ ain-deise eile a ḃí ag gaḃáil dó, do ḃí díṫ ar an urlaḃra do ḃí aige; aċ do ṫuigeaḋ a ṁáṫair gaċ fuaim a ṫagaḋ ar a ḃéal.

"Fear maiṫ, fear macánta 'seaḋ é, a Ṡéimín, agus ná corraiġ ar an áit seo nuair do ṫiocfaiḋ sé ar ais arís," ars an ṁáṫair.

Níorḃ fada gur ṫáinig Doṁnall agus fear eile ar a ċúlaiḃ. Sagart a ḃí ar a ṫeiċeaḋ do ḃí ann. D'imṫiġ Doṁnall fé ḋéin Ṡéimín agus do ṡín sé ċuige a láṁ.

"Cia'n ḃail atá ort, a Ṡéimín?" ar seisean.

Do rug Séimín ar láiṁ Ḋoṁnaill le n-a ḋá láiṁ féin agus do ċrom sé ar í do luascaḋ ó ṫaoḃ taoḃ. Ḃ'ait an crotaḋ láṁ é. Ḃí súile na máṫar sáiḋte ins an mbeirt. Do ḋein Séimín gáire beag glugaraċ a ṫáinig aníos a' doiṁneaċt a scórnaiġe, agus duḃairt sé rud eicínt in a ċainnt féin.

Do laḃair an ṁáṫair. "Deir sé," ar sisi, "gur fear deas tú agus go mbeiḋ sé go muar leat."

"Ar ṁaiṫ leat dreas marcuiġeaċta a ḋéanaṁ, a Ṡéimín?" arsa Doṁnall.

Do las an aġaiḋ boċt ṁí-ċúmta le hátas, agus do ṗreab sé 'na ṡeasaṁ. Do ċrom an fear muar agus do tóg sé Séimín in a ġabáil agus do ċuir sé ar ṁuin an ċapaill é. D'ḟágadar an Sagart agus an bean ḃreoiḋte i ḃfoċair a ċéile, agus d'imtiġeadar an riasc siar uata. Do ṡiubal Doṁnall le cois an ċapaill, agus do congḃuiġ sé greim ar an ngarsún ar eagla go dtuitfeaḋ sé; agus nárḃ é Séimín a ḃí go spleódraċ? Do ċaiteadar leat uair a' ċluig ag gabáil timċeall, Doṁnall agus é ag bladar le Séimín, agus an garsún agus é ag caint ar a nós aisteaċ féin, nó ag déanaṁ an ġáire ġlugaraiġ úd istiġ i gcúl a scórnaiġe.

Do ġlaoiḋ an sagart orta agus d'imtiġeadar sé 'n-a ḋéin.

"Ní'l aċ aon rud aṁáin ag déanaṁ trioblóide do'n ṁnaoi seo anois," ars an sagart le Doṁnall.

"Mo ġarsúinín boċt!" ar sise, "caḋ d'éireóċaiḋ dó in ao'-ċor nuair a ḃeiḋ mé imtiġte uaiḋ. Go ḃféaċaiḋ Dia anuas air; aċ cuirim fé ċomraiḋe na Maiġdine Muire é."

D'airiġ Dia an ġuiḋe sin. Ċuaiḋ Doṁnall ar a leat-ġlúin agus tóg sé láṁ na mná breoiḋte in a láiṁ féin.

"Ná bíoḋ buaiṫreaṁ ar bit ort i dtaoḃ an ġarsúin," ar seisean, "geallaim duit annso i láṫair Dé, agus i láṫair an tsagairt, go dtógfad fém' cúram féin é agus go dtaḃarfad dó gaċ aire is féidir liom an ḟaiḋ do ṁairfiḋ mé."

D'iompuiġ an ḃean ḃoċt a súile i leiṫ ar Ḋoṁnall. Ċonnaic sé solus glórṁar ionnta agus deallraṁ neaṁḋa ag lasaḋ ar a ceannaċaiḃ, agus do ċuir an t-aṫrú so in-iuṁail ḋó gur ḃean óg álainn a ḃí innte. Ṫarraing sí láṁ Ḋoṁnaill ċúiċi agus do ṗóg sí í go ceanaṁail. Do leaṫ smige beag gáire ar a haġaiḋ. Do leig sí osna trom fada ó'na croiḋe agus d'imṫiġ a hanam i láṫair Dé.

"Ar ċuir sí i n-uṁail duit cé'rḃ í féin, a Aṫair?" arsa Doṁnall.

"Do ċuir, fóiríor! Ḃí mo ḋeirḃṡiúr féin í," arsa an sagart.

## IV.—SORĊA NÍ AOḊA.

Lá breáġ Bealtaine cúig bliaḋna tar éis na ruaige do cuireaḋ ar Ḋoṁnall ḃí Sorċa Ní Aoḋa, a inġean, ar a glúiniḃ ag meilt mine. Ḃí bairlín glan leaṫta ar an urlár aici fé'n mbróin ċun go mbéarfaḋ sé ar an min a sceiṫfeaḋ amaċ tar imeall cloiċe íoċtaraiġe na bróin. Cailín fionn álainn snuaḋ-ġeal buḋ eaḋ í, nó 'stuaire maorḋa marcalaċ," mar aduḃairt file eicínt. Ḃí sí ag obair go gnóṫaċ agus í ag crónán ḋi féin nuair do ċeap sí gur airiġ sí guṫanna fear tamall ó'n teiġ. Do stad sí agus do ċuir sí cluas uirṫi féin. Ḃ'é a tuairim go raiḃ beirt nó triúr ag teaċt fé ḋéin an tiġe, agus gur ag marcuiġeaċt a ḃíodar, mar d'airiġ sí glingirneaċt béalṁaċ agus slabrai na gceannraċ, agus srannaḋ ó

ċapall. Ní raiḃ súil aici le héinne an uair sin de'n ló, agus do ġaḃ faitċíos í, mar ní raiḃ duine beo istiġ aċ í féin. D'airiġ sí na coiscéimeanna ċúiċi; aċ lean sí uirṫi ag meilt ar a díċeall. Níorḃ ḟada go ḃfaca sí fear 'na ṡeasaṁ ar an tairsiġ agus beirt eile taoḃ ṫiar de. Ḃí an triúr éaduiġte le creasaiḃ agus le claiḋṁtiḃ. D'éiriġ Sorċa 'na seasaṁ agus ċonnaic sí droiċ-ḟéaċaint nár ṫaitniġ léi i súiliḃ an ḟir do ḃí ins an doras. Do laḃair sé tar a ġualainn leis an mbeirt eile; aċ d'airiġ Sorċa an méid aduḃairt sé.

“Tá roinnt áilneaċta fé ċeilt annso,” ar seisean.

“Aċ ní fada a ḃeiḋ, is dóċa,” arsa duine de'n ḃeirt eile, agus do leigeadar an triúr, scairt gáirí asta. Ḃí Sorċa i rioċt tuitim ar a cosaiḃ; aċ níor leig sí uirṫi go raiḃ pioc eagla uirṫi.

“An é seo teaċ Ḋoṁnaill Uí Aoḋa?” ars an fear a laḃair i dtosaċ.

“'Sé,” arsa Sorċa.

“An inġean leis tusa?”

“Seaḋ.”

“Cá ḃfuil t'aṫair?”

“Níl ḟios agam.”

“Ḃfuil sé ag baile nó in aon áit ins an gcoṁarsanaċt?”

“Níl ḟios agam.”

“Tá ḟios agat go maiṫ dá mba ṁaiṫ leat eolas a ṫaḃairt dúinn.”

“Ní neosfainn bréag dá mbéaḋ m' anam ag braiṫ air.”

“Ó'n méirleaċ úd d'aṫair atá agat do

fuairis an taḃairt suas sin, is dóċa," ar seisean, agus do leaṫ dranna tarcuisneaċ ar a ḃéal.

Níor leig Sorċa uirṫi gur airiġ sí an t-aċṁusán do ċas sé le n-a haṫair.

"Tá capall aige," ar seisean.

"Tá," ar sisi, "capall álainn."

"Ṫángamar fé ḋéin an ċapaill sin. Cá ḃfuil sé? Tá barántas annso agam ċun é do ṫógaint."

"Níl fios agam cá ḃfuil sé," arsa Sorċa.

"Cuardóċad an áit," ar seisean. "Agus a Lúcásaiġ, fan-se annso agus ná leig dí seo éalóḋ uait."

D'ḟan an duine gur tugaḋ an Lúcásaċ air ag an doras agus d'imṫiġ an ḃeirt eile.

Ċuarduiġeadar an áit síos suas aċ ní raiḃ an capall ná a rian le feiscint, agus ḃí an té go raiḃ an barántas aige ar buile toisc nár eiriġ leis.

"Do ṫeip orainn indiu," ar seisean go feargaċ, "aċ ċoṁ cinnte is go ḃfuil Seóirse Cólpuís mar ainm orm-sa beiḋ an capall agam i gceann seaċtṁaine; agus a Ḃurtónaiġ, ní raġad aḃaile folaṁ indiu mar béarfaiḋ mé an stuaire úd istiġ liom."

"Ċeapas ná raiḃ uait aċ an capall; aċ is léir anois go dteastuiġeann 'an gleann 'sa ḃfuil ann' uait," arsa an Burtónaċ go searḃasaċ, "aċ cad mar ġeall orm-sa?"

"Sé rud atá uaim ná an cailín do ċongḃáil mar ḃraiġe go dtí go ndéanfaiḋ a haṫair malartú liom-sa uirṫi leis an

gcapall," ars an Cólpuiseaċ, agus níor fág sé focal ag an ḃfear eile.

Nuair do ṡroiċeadar an teaċ ḃí Sorċa ar a glúiniḃ arís, agus í ag obair go díċeallaċ leis an mbróin; aċ in ionad a ḃeiṫ ag crónán go ceolṁar di féin, is aṁlaiḋ do ḃí sí ag paidreóracṫ agus ag impiḋe ar Ḋia í do ċoimeád ó gaċ olc a ḃí i gcroiḋṫiḃ an triúir a ḃris isteaċ uirṫi ċoṁ hobann san.

"Éiriġ," ars an Cólpuiseaċ, "agus faiġ do ḃrat."

"Cad ċuige an brat?" ar sisi, agus d'éiriġ sí.

"Caiṫfiḋ tú teaċt in éinfeaċt linn-ne," ar seisean.

D'féaċ sí idir an dá súil air gan scáṫ gan eagla.

"Ní ċorróċad as an mball seo," ar sisi.

"Tá triúr againn annso agus béarfaimíd linn tú t'aiṁḋeoin," ars an Cólpuiseaċ.

"Ní ḃeiḋ agat le breiṫ leat aċ mo ċorp marḃ," ar sisi, agus do sciob sí meadóg sceine as a brollaċ.

Do ċrom an Cólpuiseaċ agus do strac sé ċuige an bairlín do ḃí leaṫta ar an urlár fé'n mbróin. Do leaṫ sé an bairlín idir a dá láiṁ agus do ḋruid sé isteaċ ar Ṡorċa ċun é do ċaiṫeaṁ anuas ar a mullaċ. Do ḋruid an ḃeirt eile isteaċ 'na ḋiaiḋ. D'árduiġ Sorċa an ṁeadóg ċun í do ċur go cois 'na croiḋe; aċ do stad a láṁ sé mar gur buaileaḋ le marḃántaċt í. Ċonnaic sí samailt san doras. Séimín a ḃí ann, agus do ḃí crúmpán de ṁaide in a láiṁ aige.



"Tug Doṁnall ráṫaḋ fé agus do ċuaiḋ an lann tré na ċroiḋe." L. 41.

D'árduiġ sé an maide agus do ḃain sé casaḋ as. D'aimsiġ sé plaosc an Burtónaiġ agus do ṫuit sé. Buille eile ar luas na teintriġe agus do leagaḋ an Lúcásaċ ar lár. D'iompuiġ an Cólpuíseaċ ċun é féin a ċosaint aċ ḃí Séimín ró-ṫapaiḋ ḋó agus an buille ró-ṫrom. Dallta na beirte eile do ṫuit an Cólpuíseaċ 'na ṗleist agus d'ḟan sé sínte ar an úrlár gan cor as. Ċuaiḋ Sorċa de léim ṫórsta amaċ agus d'imṫiġ sí de sciúrd fé na scairteaċa taoḃ ṫoir de'n teiġ. Sciob Séimín claiḋṁte an triúir as na truailleaċaiḃ agus ṫóg sé leis boḋrán do ḃí ar croċaḋ ar an mballa. D'imṫiġ sé fé ḋéin na gcapall agus do ḃog sé na srianta. Ṫarraing sé meanaiṫe as a ṗóca agus do ḋein sé poll beag i lár an ḃoḋ-ráin. Annsan do ṫarraing sé sreang go raiḃ snaiḋm ar gaċ órlaċ dí tríd an bpoll. Níor airiġeaḋ riaṁ a leiṫéid de ruaille-buaille is do ḋein an boḋrán, agus do cuireaḋ sceon uaṫḃásaċ ar na capallaiḃ i gcaoi gur imṫiġeadar fiaḋáin tarsna an tsléiḃe.

Nuair do ṫáinig Sorċa tar n-ais go dtí an teaċ níor ḃain sí leis an ṁin do scaipeaḋ ar fuaid an úrláir, ná leis an mbróin do ḃí 'n-a ḋá leaṫ fé'n mbórd, ná leis an mbairlín do ḃí 'na ċeirt ar an úrlár. Níorḃ' ḟada gur ṫáinig a haṫair abaile agus do leaṫ a ṡúile air nuair do ċonnaic sé an ċuma a ḃí ar an dteiġ. Bí Sorċa 'na suiḋe cois teine agus crot an-ṡuaiḋte uirṫi.

"A Ḋia ṁóir na ḃfeart agus cad do

ḃain duit, nó cad do ḃí ar siuḃal annso?" arsa Doṁnall.

D'innis Sorċa an scéal dó tríd síos agus ṫug sí tuairisc na bḟear dó.

Ṫáinig teannaḋ i gcuisleannaiḃ Ḋoṁnaill agus do las sé le feirg.

"B'é an biteaṁnaċ malluiġte úd, an Cólpuíreaċ, a ḃí annso; aċ ċoṁ cinnte is go bḟuil Dia i n-áirde ní ṫiocfaiḋ sé an tarna huair," ar seisean. "Do scaoilear ṫarm é nuair do ḋein sé feall orm ċeana aċ ní fada a raġaiḋ leis anois."

Ṫáinig Séimín isteaċ agus trí cinn de ċlaiḋṁtiḃ dá n-iomċar aige. In a urlabra aisteaċ féin d'innis sé do Ḋoṁnall an t-éaċt a ḋein sé féin.

"Uġlas a ṡniċ laċ uġbeirċ ċar únuċab-luguċ ca á ċu ċlu réurċaog," arsa Séimín.

"'Agus níl aċt beirte aca ar na capall-aiḃ agus tá siad ar an Réiḋ Ċaol' náċ é sin é, a Ṡéimín," arsa Doṁnall.

"Eaḋ, eaḋ," arsa Séimín, agus ṫáinig an gáire aisteaċ úd ag glugarnáil ar a scórnaiġ.

"Béarfaiḋ mé orta," arsa Doṁnall.

"Duine i gcoinne triúir," arsa Sorċa.

"Ba ṁinic mé i nguais níos contaḃar-taiġe," arsa Doṁnall. D'éaduiġ sé é féin le cris agus le claiḋeaṁ. Ṫóg sé na claiḋṁte ó Ṡéimín agus d'imtiġ sé

"A Ṡéimín," arsa Sorċa, "ná leig as do radarc é."

D'imtiġ Séimín.

## V.—COṀRAC ÉINḞIR.

Do ġléas Doṁnall an t-eaċ duḃ—ḃí an Cólpuíseaċ i ngaorduiġeaċt péirse ḋó sa ċuarḋaċ roiṁe sin—do ṗreab sé ar a ṁuin agus d'imṫiġ sé ar tóir an triúir. Ḃí drom árd scairteaċ ag riṫ ar feaḋ cúpla míle soir ó'n teiġ agus réiḋ sléiḃe ar gaċ taoḃ de. Ḃí an triúr ar an réiḋ ṫuaiḋ—an Réiḋ Ċaol a tugtar air—agus do ġaḃ Doṁnall an réiḋ ṫeas i gcaoi ná feicfí é. Tar éis tamaill d'ḟéaċ sé tar ḋruim an ċnuic agus ċonnaic sé na biṫeaṁnaiġ. Ḃí breis is leaṫ-ṁíle aca air, aċ ḃíodar ag imṫeaċt go mall leibideaċ mar ḃí na capaill tnáiḋte tar éis an lae.

Ḃ'é rud do ḃí ceapuiġṫe aige Doṁnall: luiġeaċán a ċur ar an triúr ag béalóig na réiḋe ar an taoḃ ṫoir: agus leis an intinn sin do ċuir sé an t-eaċ duḃ ar cos-in-áirde ċun a ḃeiṫ annsúd rómpa.

Ḃí sé i ḃfolaċ taoḃ ṫiar de ċnocán scairteaċ in aice na béalóige nuair d'airiġ sé an triúr ċuige. Pé méid gaoiṫe a ḃí ann do ḃeir sí a nglórṫa ċuige agus d'airiġ sé an seanċus do ḃí eatorra go soiléir.

"Tursas in airtear buḋ eaḋ tursas an lae indiu go háiriṫe," ars an Ḃurtónaċ.

"Ní ḃéaḋ sé mar sin maraḋ go ḃfuil easbaiḋ meisniġ ag gaḃáil duit-se indiu," arsan Cólpuíseaċ go searḃasaċ.

"Ní raġainn tar n-ais annsúd arís ar ór na cruinne," ars an Ḃurtónaċ, "tar

éis na samailte uaṫḃásaiġe úd a ḋ'feiscint. Táim cinnte gurḃ' é an t-áiḋḃeirseóir féin a ḃí ann."

Do leig an beirt eile scairt asta le neart fonoṁaide.

"Faire go deo fút, a ṡean-ċailleaċ," ars an Cólpuíseaċ. "Tá beirte go daingean ag an mbaoiṫ-ċreideaṁ ar t'aigne."

"Caiṫfiḋ mé a aḋmáil gur ṫáinig baile-ċrit orm nuair do ċonnaic mé an t-samailt úd," ars an Burtónaċ.

"Cuir uait," ars an Cólpuíseaċ, "ní raiḃ ann aċ aḃaċ boċt le duine eicínt de ṫuataiḃ na háite."

"Ba ṁait liom na daoine a ḋ'feiscint gur ṡíolruiġ sé uata," ars an Lúcásaċ, agus do ḋein Doṁnall gáire beag nuair d'airiġ sé an méid sin.

"Dá ngeoḃaḋ siḃ-se tar nais liom-sa tar éis beirte ar na capallaiḃ do ḃéaḋ an stuaire úd againn anois," ars an Cólpuíseaċ.

"B'féidir gurḃ' é an faol-ċú féin a ḃéaḋ ann rómainn," ars an Burtónaċ.

"Ba ċuma liom," ars an Cólpuíseaċ, "aċ caiṫfiḋ siḃ teaċt i leiṫ annso in éinḟeaċt liom-sa arís an tseaċtṁain seo ċuġainn, agus mara mbeiḋ an capall le faġáil againn béarfaimíd an cailín linn agus ní scaoil-fear í go dtí go dtugtar an capall dam."

Do noċtuiġ Doṁnall a ċlaiḋeaṁ, do ḃog sé an srian leis an gcapall agus ṫáinig sé amaċ i lár na béalóige. Ḃí an triúr i ndiaiḋ a ċéile, an Cólpuíseaċ i dtosaċ.

Do baineaḋ geit asta nuair do ċonncadar Doṁnall agus do stadadar.

“Tá gaċ aon ní socruiġte go deas agat, a Ċólpuíriġ, aċ níor ċuiris mise ins an áireaṁ in ao' ċos,” arsa Doṁnall, agus do labair sé go ciúin réiḋ. “Ní call duit teaċt i leiṫ annso arís an treaċtṁain seo ċugainn ċun an ċapaill, nó ċun m'inġine do ḃreiṫ leat, mar beiḋ an capall le faġáil agat anois má's féidir leat buaḋċaint orm-sa le claiḋeaṁ i gcoṁrac éinfir. An ḃfuilir réiḋ?”

“Níl aon ċlaiḋeaṁ agam,” ars an Cólpuíreaċ, agus níor fan pioc dánaiḋeaċta 'na ġlór.

“Tá do ċlaiḋeaṁ annso agam-sa agus tabarfad duit é,” arsa Doṁnall.

“Do ġlacfainn leis an duḃṡlán gan focal dá mbéaḋ capall agam mar é siúd atá agat-sa,” ars an Cólpuíreaċ.

“Cá ḃfuil do ċalmaċt imṫiġte uait?” arsa Doṁnall go fonoṁaideaċ. “Ḃís go han-ċróḋa indiu nuair ná raiḃ id' ċoinne aċ cailín. An aṁlaiḋ atá eagla ort dul i gcoṁrac le mairtíneaċ go ḃfuil cúig bliana aige ort ar a laiġead? Leatfaiḋ mise scéal do ċróḋaċta, agus déanfaiḋ mé aor ort, i gcaoi go mbeiḋ an dúṫaiġ a' magaḋ fút.”

“Tabair ḋam an claiḋeaṁ,” ars an Cólpuíreaċ, “cé náċ maiṫ liom tú a ṁarḃaḋ.”

Ḃí claiḋṁte an triúir ceangailte de'n diallaid aige Doṁnall. D'imṫiġ sé fé ḋéin an Ċólpuíriġ agus do ṡín sé ċuige an claiḋeaṁ, aċ do congḃuiġ sé an dornċlann in

a láiṁ féin ar eagla go ḃfuiġeaḋ an fear eile faill air. Annsin d'iompuiġ sé an capall agus sul a ḃféadfaḋ an Cólpuíseaċ greim ceart a ḟaġáil ar an gclaiḋeaṁ ḃí Doṁnall i lár tuairín leaṫain do ḃí taoḃ toir de'n ḃéalóig.

Ṫáiniġ an Cólpuíseaċ fé n-a ḋéin go mall, agus nuair do ċonnaic an t-eaċ duḃ an marcaċ armṫa eile ċuige, do scaoil sé siar a ċluasa, leig sé srannaḋ millteaċ as, agus do ċrom sé ar an ḃfód do réabaḋ le 'n-a ċrúbaiḃ. Ḃí an ḃeirt ag faire ar a ċéile ag féaċaint cé ṫabarfaḋ an ċéad foġa. Ḃí an t-eaċ duḃ ar buile agus do ṫug Doṁnall a ċeann féin dó. Nuair do ṫeangṁuiġeadar le n-a ċéile ḃí dreas beag dear lannaireaċta eatorra; aċ d'ḟan an Cólpuíseaċ ar a ċosnaṁ agus níor ḃain aon rud do ċeaċtar aca.

Ḃí breis fuinnim ins an tarna foġa agus ṫáiniġ na claiḋṁte le céile go pléascaċ agus go niṁneaċ; aċ cé go raiḃ babṫa maiṫ gleacaiḋeaċta eatorra níor doirteaḋ aon ḟuil.

Ṫug Doṁnall fé ndeara gur láiṁsiġ an Cólpuíseaċ a ċlaiḋeaṁ go haicillí agus nárḃ aon tuaṫálaí é ar ṁuin capaill. Ba ṁaiṫ leis go raiḃ trodaí 'na ċoinne nárḃ ḟuirist buaiḋ a ḟaġáil air, mar do ḃéaḋ faill aige féin na cleasanna lannaireaċta do ḃí ar eolas aige do ċur i ngníoṁ.

Ṫugadar fé ċéile arís agus ba léir go rabadar i ndáiríriḃ an uair seo. Ruaṫar millteaċ buḋ eaḋ é, agus radarc iongantaċ,

cé go raiḃ bás i ndán do ḋuine des na laoċraiḃ, nó b'ḟéidir do'n ḃeirt—na capaill ag teaċt fé ḋein a ċéile le luas na háinleóige, agus a gcrúba ag baint fuaime as an riasc; na fir ag sáṫaḋ agus ag cosaint, agus iad ag caiṫeaṁ duḃṡláin fé n-a ċéile; soillse agus scáilí ag imṫeaċt i ndiaiḋ a ċéile ar ḟionnaḋ ṡrólaċ an eiċ ḋuiḃ le gaċ cos a ċuireaḋ sé ḋe, agus solus na gréine ag spréaċarnaiġ ar na claiḋṁtiḃ do ḃí ag luascaḋ i láṁaiḃ na ngaisciḋeaċ. Ḃí súile na beirte ins an mbéalóig sáiḋte ins an mbeirt a ḃí ag déanaṁ gaisciḋeaċta ar an dtuairín, agus b'í an tuairim do ḃí aca ar an gcoṁrac go raiḃ an Cólpuíseaċ i nguais agus i ngáḃaḋ.

Fuair Doṁnall faill ar a náṁaid agus do rug sé a ḃairéad leis ar ḃárr a ċlaiḋiṁ. Leig sé gáir ṁaoiḋteaċ as, agus riúd leis é timċeall an tuairín agus an bairéad in áirde aige mar ċraoḃ ċoscair. Do ċaiṫ sé suas amaċ uaiḋ an bairéad agus an capall ar cos-in-áirde, agus do ṫóg sé ar ḃarr an ċlaiḋiṁ arís é agus é ag teaċt anuas, ċun a ċur 'na luiġe ar an gCólpuíseaċ na héaċta a ḃféadfaḋ sé a ḋéanaṁ dá mba ṁaiṫ leis é. Aċ níorḃ fada gur baineaḋ an scóip de. An faid do ḃí sé ag déanaṁ cleasaiḋeaċta leis an mbairéad do ḃí an Cólpuíseaċ ag druideaṁaint isteaċ air, taoḃ ṫiar de. Ṫug sé foġa fé Ḋoṁnall sul a raiḃ sé ar a ċosnaṁ i gceart agus ins an aċrann do ṫárla, nuair do teangṁuiġeadar, do gonaḋ Doṁnall ins an ngualainn ċlé.

Do leig an Cólpuíseaċ liúġ fíoċṁar as. "Huró!" ar seisean, "do leigeas an ċéad fuil! an ċéad fuil! an ċéad fuil!"

"Bíoḋ agat," arsa Doṁnall, "ní hé an ċéad uair do ḋeinis díoġbáil dam, aċ b'ḟéidir gurb' é an uair ḋeireannaċ é."

Ins an gcéad ruatar eile do ṫárla gur scuab Doṁnall an claiḋeaṁ a' láiṁ an Cólpuísiġ. Ċuaiḋ an láṁ-airm ag casaḋ tríd an aer ar feaḋ fiċe slat, agus nuair do ṫuit sé, ċuaiḋ barr na lainne sa talaṁ, agus d'ḟan an claiḋeaṁ 'na seasaṁ san bḟóḋ agus é ag luascaḋ anonn agus anall ar ċuma saileóige fé'n ngaoiṫ. Beart ṫar na beartaiḃ buḋ eaḋ í siúd, agus do ċuir sí iongantas ar Ḋoṁnall féin; mar cé gur minic roiṁe sin do scuab sé claiḋeaṁ a' dorn lannaire, b'í an dornċlann do ḃuail an talaṁ i dtosaċ gaċ aon uair.

"Tá buaiḋte agat orm," ars an Cólpuíseaċ, "agus is féidir leat do roġa rud a ḋéanaṁ liom anois."

"Tóg do ċlaiḋeaṁ arís," arsa Doṁnall, "do ċuireas 'na seasaṁ duit é i gcaoi náċ call duit túirling."

D'imṫiġ Doṁnall go dtí an taoḃ ṫoir de'n tuairín ċun go dtaḃarfaḋ sé coṁṫrom na Féinne do'n fear eile. Ṫóg an Cólpuíseaċ an claiḋeaṁ agus d'imṫiġ sé fé ḋéin na beirte a ḃí ag faire ins an mbealóig agus do labair sé leo ar feaḋ nóiminte.

"Tá bur gclaiḋṁte ar an riasc annsúd in aice na háite 'na ḃfuil Doṁnall Bacaċ anois. Meallfad liom é siar. Tugaiḋ

sceiṁle amaċ agus beireaḋ duine agaiḃ orta.”

D'ionnsuiġeadar a ċéile arís agus ṫeangṁuiġeadar le tuairt ṁillteaċ. Ba ċosaṁail le blaḋm tóirniġe an tuairt sin. Ṫuit na capaill agus na fir. Ḃí carb uaṫḃásaċ ar siuḃal ar feaḋ cúpla nóimint. Ḃí an Cólpuíseaċ ar a ċosaiḃ i dtosaċ agus ṫug sé cat-léim fé ḋéin Ḋoṁnaill a ḃí sínnte ar an mbán; aċ d'éiriġ an t-eaċ duḃ ar a ċosaiḃ deiriġ agus ṫug sé léim i dtreo an Ċólpuísiġ, agus maraḋ gur ṗreab sé siúd i leaṫ-taoiḃ uaiḋ do ḃéaḋ spruadar déanta dá ċnáṁaiḃ. Ḋruideadar amaċ ó n-a ċéile agus do lingeadar ar na capallaiḃ. Foġa eile agus do ġreamuiġ na claiḋṁte i gcosnaṁ i gcaoi go gcloisfí screaċailt na ḃfaoḃar leaṫ ṁíle ó'n dtuairín; aċ ba ḃeag an ċaḃair do'n Ċólpuíseaċ a ḃeiṫ ag braiṫ ar neart a ċuisleann ċun é féin a ċosaint ar faoḃarċlear Ḋoṁnaill.

Do laḃair an ḃeirt san mbéalóig le n-a ċéile agus ḃíodar ag bogaḋ amaċ ċun dul fé ḋéin na gclaiḋṁte nuair do ċonnacadar an t-eaċ duḃ ag éiriġe ar a ċosaiḃ deiriġ arís. Ṫáinig a ċrúba tosaiġ anuas ar ċeann an ċapaill eile agus do ṫuit sé. Nuair do ḃí an Cólpuíseaċ ag tuitim amaċ tar ċeann a ċapaill féin ṫug Doṁnall sáṫaḋ fé agus do ċuaiḋ an lann tré na ċroiḋe. Do ċrapuiġ sé agus do ṫuit sé marḃ ar an mbán.

D'éiriġ Séimín ar an ḃfraoċ ar ṁullaċ cnocáin in aice na béalóige agus leig sé scread uaṫḃásaċ as. D'iompuiġ an ḃeirt

a ḃí ins an mbéalóig agus nuair do ċonn-
acadar an gealt taoḃ ṫuas díoḃ agus sórt
“rinnce cogaiḋ” ar siuḃal aige agus é
ag luascaḋ a ġéaga ós cionn a ċinn, do
ġaḃ uaṁan agus imeagla iad. Do ċuireadar
na spriocair ins na capallaiḃ agus sceinn-
eadar le n-a n-anam, agus cá ngeoḃaidís
aċt isteaċ i scraiṫ-ṁuing in áit go raiḃ
slogaire innti, agus ba ċinneaṁain dóiḃ
gur súġaḋ iad féin agus na capaill go tóin.
Fuaireaḋ cnáṁa na ḃfear agus na gcapall
céad bliaḋain n-a ḋiaiḋ sin nuair do
tiormuiġeaḋ an scraiṫ-ṁuing.

“Sin iad an triúr imtiġṫe anois,” arsa
Doṁnall le Séimín, “agus ċun deire do
ċur leis an tóir bainfiḋ mé an ceann——”

Do ċaiṫ Séimín é féin anuas ar ċorp an
Ċólpuíriġ agus in a ċainnt aisteaċ féin
d'impiġ sé ar Ḋoṁnall gan a leiṫéid de
rud a ḋéanaṁ. D'iompuiġ Doṁnall i leaṫ-
taoiḃ agus do ċuir sé an claiḋeaṁ a ḃí
noċtuiġṫe in a láiṁ aige ins an truaill.

“Is iongantaċ,” ar seisean, “mar aiṫniġ-
eann an fuil a ċéile.”

# NÍOR ĠLAOḊAIḊ AN COILEAĊ.

## I.

Le bliaḋantaiḃ agus le bliaḋantaiḃ sar ar ṫáiniġ an "Droċ Aimsir" i lár na haoise seo ċuaiḋ ṫart, cuirtí an-ċuid arḃair i nUí Ḃriocáin, agus dá ċomarṫa sin ní'l ball san dúṫaiġ úd ná fuil rian na cuireadóireaċta ann, mar tá cuma na n-iomairí a deineaḋ insna gortannaiḃ le feiscint go soiléir insna bántaiḃ indiu, cé nár ḃain an céaċta leo le ceiṫre fiċid bliaḋain náċ mór; agus i n-áiteannaiḃ atá imṫiġṫe ċun fiaḋantais arís, agus gur ḋóiġ le duine nár corruiġeaḋ an itir ionta riaṁ, ḃíoḋ gortanna saiḋḃre d'arḃar ḃreáġ buiḋe an uair sin.

Timċeall le deiċ mbliaḋna ó ṡoin ḃíos ar cuaird tráṫnóna samraiḋ ag teiġ duine muintearḋa i mBaile Ḃaiscinn Uí Ḃriocáin. Tar éis roinnt seanċais do ḃuaileamar amaċ fé'n ḃfeirm ċun na barraí d'ḟeiscint agus do ṫeasbáin an sean-ḟear taoḃ cnuic dom ná raiḃ ag fás air an uair sin aċt fraoċ agus aiteann, agus ba ċuiṁin leis féin—mar do ḃí sé suas le ceiṫre fiċid bliaḋain d'aois—ba ċuiṁin leis barr cruiṫneaċta a ḃeiṫ ann ná raiḃ a leiṫéid san bparráiste; agus d'ḟéadfainn féin an ċuid a b'isle des na hiomairiḃ a ḃí foluiġṫe fé'n ḃfraoċ agus fé'n aiteann a ḟeiscint ag bun an ċnuic agus cuma méaraċa fé ṁiotóig orṫa. Agus duḃairt an sean-ḟear céadna liom go mba ċosaṁail

le bairlín óir agaiḋ na dúiṫċe agus an ġrian ag taiṫneaṁ anuas ar an arḃar aibiḋ, lá breáġ san ḃfóġmar, nuair do ḃí sé óg.

Nuair do ḃíoḋ an fóġmar istiġ agus é buailte, tiománintí an t-arḃar i dtrucailiḃ ó Ṡráid na Caṫrac go Caṫair na Gaillime nó go Caṫair Luimniġe, mar do ḃíoḋ an ṗinginn ab' aoirde le faġáil ar na mar-gaḋaiḃ úd. Do ḃíoḋ breis agus daċad míle slíġeaḋ i ngaċ turas aca súd, agus do ċaiṫeaḋ luċt an arḃair seaċtṁain amuiġ—trí laeṫeanta ag imṫeaċt, dá lá ag teaċt, agus lá ar an margaḋ.

Ḃeireaḋ gaċ duine aca bollóigín aráin agus rolla beag ime leis, agus léine glán le haġaiḋ an ṁargaiḋ; agus iad súd a ḃíoḋ ag caiṫeaṁ tobac, ḃeiridís aiḃleóg móna leo ċun na píopaí do ḋeargaḋ ar an mbóṫar, mar ní raiḃ aon rud i riocht lasáin le faġail an uair sin.

D'imṫiġidís na cairréaraiḋte i ndrongaiḃ, ceaṫrar nó cúigear aca i n-éinfeaċt le na ċéile ċun go ndéanfaidís cuideaċta dá ċéile, agus go ḃféadfaidís iad féin do ċosaint, dá mbéaḋ aon ċuir-isteaċ orta ar an mbóṫar, ag na biṫeaṁnaiġ a ḃíoḋ ag déanaṁ luiġeaċáin ar ṫaistealaiġ an uair sin.

Is mó scéal a ḃíoḋ ag na cairréaraiḋṫiḃ i dtaoḃ na n-eaċtraí a ḃaineaḋ dóiḃ ar na turasaiḃ a ḋeinidís; agus do ċualas féin a lán aca le linn m'óige, agus scéalta greannmara buḋ eaḋ cuid aca; aċt is dóiġ liom gur sáruiġ an ceann seo a leanas ar gaċ scéal aca súd i gcruṫ agus i ndeireaċt.

## II.

Ḃí drong des na cairréaraiḋtiḃ, lá, ar an mbóṫar go Luimniġ le na n-ualaiġiḃ arḃair, agus ḃíodar ċoṁ fada soir le Cora Ċaitlín nuair d'iompuiġ an aimsir amaċ go dona, agus ní ḟéadfaidís dul níos sia leis an anaiṫe gaoiṫe agus clagarnaiġ a ḃí ann, agus ċaiṫeadar a ċur fúṫa an oiḋċe sin i dteiġ ósta ins an tsráid.

Tar éis an t-suipéir do ḃailiġeadar go léir, muinntir an tiġe agus luċt an arḃair, timċeall na teineaḋ ins an gcistinn, agus do ċaiṫeadar an tráṫnóna agus cuid de'n oiḋċe ag seanċus agus ag scéalaiḋeaċt le n-a ċéile. Ḃí gaċ éinne sa teiġ go láġaċ agus go muinnteardha leis na taistealaiġ, aċt amáin buaċaill aimsire do ḃí ann. Duine dúr, doiċeallaċ, fiar-ḟúileaċ buḋ eaḋ é siúd, agus an dreaċ do ḃí air, do ċuir sé n-a luiġe orṫa go raiḃ olc aige ċúċa; agus do ġaḃ duine aca droċ-ṫuar eicínt mar ġeall air. Pé'r doṁan é, tar éis cúpla cnagaire an duine d'ól do ċuadar a ċodlaḋ agus níor ḃfada gur tuit trom-ḟuan orṫa.

Nuair d'eiriġeadar ar maidin lá'r n-a ḃáireaċ ḃí uaireadóir airgid do ḃí ag fear aca darḃ ainm dó Diarmuid Ó Briain, imṫiġṫe uaiḋ. Do ċeap sé i dtosaċ gur ḃ'aṁlaiḋ do ṫóg an ċuid eile dá ċomluadar an t-uaireadóir ċun greiḋne a ḋéanaṁ air agus ċun a ḃeiṫ ag magaḋ fé; aċt nuair a deiṁniġeaḋ dó ná raiḃ aon ċleas ar siuḃal aca, agus go raiḃ an t-uaireadóir imṫiġṫe

i nDáiríriḃ, is iongantaċ nár leag sé an teiġ agus nár ṁairḃ sé a raiḃ istiġ le neart buile.

Dein Diarmuid—b'é siúd an fear gur goideaḋ an t-uaireadóir uaiḋ—dein sé gearán leis an órtóir, aċt i n-ionad aon ċatuġaḋ a ḃeit ar siúd mar ġeall ar gur tuit a leiṫéid de rud amaċ n-a teiġ órta, b'aṁlaiḋ d'éiriġ sé ar buile ċuige Diarmuid toisc go raiḃ sé a d'iarraiḋ a ċáil féin agus cáil a ṫiġe do ḃriseaḋ. Do ċeap sé, nó leig sé air gur ċeap sé, nár goideaḋ an t-uaireadóir i n-ao'-ċor, agus ná raiḃ an fear eile aċt ag cur i gcéill gur goideaḋ é. Duḃairt sé, leis, agus níor ċuir sé fiacal ann, gur b'é rud a ṫeastuiġ ó Ḋiarmuid ná iaċaiḃ do ċur ar féin "airgead tosta" do ṫaḃairt dó ċun béil iaḋta do ċeannaċ uaiḋ agus ós na fearaiḃ eile do ḃí n-a foċair, i dtaoḃ goda nár deineaḋ i n-ao'ċor.

Do ġaḃ raċt cutaiġ Diarmuid agus do ḃí sé ag léimriġ ar a ċorp mar ġeall ar an rud laig-ḃeartaċ do cuireaḋ 'n-a leiṫ. Ṫug sé íde na muc agus na madraí do'n órtóir, agus duḃairt sé gur b'é a ṫuairim ná raiḃ 'na ċainnt aċt "scéal tairis" agus nárḃ' é an ċéad uair é do deineaḋ goid 'na teiġ. Ḃíodar ag dul i scórnaiġ a ċéile nuair d'airiġeadar bean ag cainnt ag an ndoras agus stadadar.

"Maise, an faid a ṁairfiḋ sib féin go mairiḋ bur mbéas," ar sise go searḃasaċ, "agus náċ doiċ ar maidin atá sib ag bruiġean le n-a ċéile!"

"Is annaṁ a ḃíonn aon imreasán ins

an dteiġ seo, a Ḃrigid," ars an t-óstóir, "aċt nuair cuirtear coir nár dein sé i leiṫ duine caiṫfiḋ sé iarraċt a ḋéanaṁ ar é féin a ġlanaḋ de'n ċoir sin."

"Cad d'éiriġ eadraiḃ?" ars an ḃean gur ṫug an t-óstóir Brigid uirti.

"Tá an biṫeaṁnaċ so," ars an t-óstóir, ag bagairt a ċinn i dtreo Ḋiarmuda, "ag leigint air gur goideaḋ uaireadóir airgid uaiḃ annso aréir. Ḋe airiú náċ é an magaḋ é! Pṗeit! Cá ḃfuiġeaḋ sé siúd uaireadóir mara ngoidfeaḋ sé ó ḋuine eicínt é?"

"Beir bog ort féin anois agus b'ḟéidir go mbéaḋ a ṁalairt de ṗort agat ar ball," arsa Brigid. Annsin do laḃair sí le Diarmuid. "A Ḋiarmuid Uí Ḃriain," ar sise, agus do baineaḋ geit as nuair d'airiġ sé a ainm, "is dóċa nár ṁaiṫ leat an éinniḋ go gcaillfeá an t-uaireadóir úd."

"Níor ṁaiṫ liom go deiṁin," arsa Diarmuid, "mar cuiṁneaċán is eaḋ é."

Do leaṫ a ḃéal ar an óstóir le hiongantas agus le halltaċt nuair d'airiġ sé an méid sin cainnte; aċt ba ṁó go mór an t-iongantas agus an alltaċt a ḃí ar Ḋiarmuid féin, agus ar seisean:

"Aċt cá ḃfios duit-se gur mise Diarmuid Ó Briain?"

Do leig sí an ċeist isteaċ ar ċluais agus amaċ ar ċluais eile; aċt do lean sí uirti:

"An é an t-uaireadóir do goideaḋ uait an t-uaireadóir úd a d'ḟág do ḋearḃráṫair, an tAṫair Seán, agat, nuair do ḃí sé ag fagáil ḃáis?" ar sise.

"An ceann céadna," arsa Diarmuid, "aċt ar ṁiste dom a ḟiafruiġe díot cá ḃfuairis an t-eolas so go léir, mar táim suiḋte de nár leagas súil ort riaṁ roiṁe seo?"

"Ná bí ċoṁ fiosraċ sin," ar sisi, "aċt ar ṁaiṫ leat go ḃfuiġteá t'uaireadóir arís?"

"Níor ṁaiṫ liom éin-niḋ fe'n sféir níos fearr," arsa Diarmuid.

"'Seaḋ, caiṫfimíd é ḟaġáil duit mar sin," arsa Briġid. Annsin do laḃair sí leis an óstóir—

"Ḃfuil gaċ aoinne a ċodluiġ san teiġ seo ist-oiḋċe aréir annso anois?" ar sisi.

"Tá, aċt aṁáin an buaċaill aimsire, agus tá sé siúd amuiġ ag taḃairt féir dos na beiṫiḋiġ."

"Glaoḋ isteaċ air," arsa Briġid. Do deineaḋ sin agus ṫáinig sé.

"Téiġir-se amaċ anois," ar sisi leis an gcailín aimsire, "agus beir isteaċ ċugam an coileaċ úd atá ag glaoḋaċ san iotlainn."

Do ḋein an cailín aimsire mar duḃraḋ léiṫe agus do ṫóg Briġid an coileaċ uaiṫi.

"Tóg tusa an corcán mór úd annsúd agus beir leat síos ins an seomra é," ar sisi leis an óstóir. Do ṫóg sé an corcán agus d'imṫiġ sé fé ḋéin an tseomra.

"Leanaiḋ go léir an corcán úd," ar sisi leis na daoine do ḃí ag féaċaint uirṫi agus ag éisteaċt léiṫe le hiongantas, mar ní raiḃ ḟios aca fé'n sféir cad do ḃí ar siuḃal aici; agus do ṫiomáin sí roimpi gaċ aoinne a ḃí fé ḋíon an tiġe isteaċ san seomra,

agus nuair do ḃíodar istiġ do ḋún sí an doras n-a ḋiaiḋ agus do ḃuail sí a drom leis.

"Deireann an fear so, Diarmuid Ó Briain, gur goideaḋ uaireadóir uaiḋ annso aréir," arsa Briġid, "agus má's rud é gur goideaḋ, ġeoḃaiḋ mise ḋó é le neart draoiḋeaċta; agus mar ar goideaḋ annso é ní féidir liom é ḟaġáil dó. Cuirfeadsa an coileaċ so fé'n gcorcán ar an mbórd, agus nuair déanfar dorċuġaḋ ar an ḃfuinneóig, caiṫfiḋ gaċ aoinne atá annso tóin an ċorcáin a ċuimilt le n-a láiṁ ḋeis. Nuair cuirfiḋ an té do ġoid an t-uaireadóir a láṁ ar an gcorcán glaoḋfaiḋ an coileaċ."

Do cuireaḋ an coileaċ fé'n gcorcán agus do deineaḋ dorċuġaḋ ar an ḃfuinneóig i gcaoi ná féadfaḋ aoinne rud ar bit a ḟeiscint ins an seomra. Ansin do ṫug Briġid an focal uaiṫi, agus do ṗreab gaċ aoinne fé ḋéin an ḃúird, ċun tóna an ċorcáin do ċuimilt le n-a láiṁ ḋeis agus is beag nár leagadar an bórd agus an corcán leis an mbruġaḋ agus an fuirseaḋ a ḃí ar siuḃal aca, aċt níor ṫáinig gíog as an gcoileaċ.

"Ḃí 'fios agamsa go maiṫ," arsa an t-óstóir, "nár goideaḋ an t-uaireadóir annso."

"Bain an brat sin de'n fuinneóig agus oscail na comlaí," arsa Briġid. Do deineaḋ sin agus do scaoileaḋ isteaċ solus an lae.

"Tá aiṫṁéala orm nár eiriġ led' ċleas," arsa Diarmuid.

"Níor ġlaoḋaiḋ an coileaċ," ars an buaċaill aimsire agus dranna air. "Seo scaoil amaċ mé go raġaiḋ mé i bfeiġil mo ġnóta," mar bí drom Ḃriġide leis an doras fós.

"Beir bog ort féin anois agus ná bíoḋ deaḃaḋ ċom muar sin ort," arsa Briġid, "ní'l deire leis an gclear fós. Tearbánaḋ gaċ aoinne bas a láiṁe deise dom." Cuireadar suas na láṁa agus bí súġa tóna an ċorcáin ar gaċ láiṁ aċt aṁáin ar láiṁ an buaċalla aimsire.

"Seaḋ," ars Briġid le fonoṁaid, "níor ġlaoḋ an coileaċ. Beiriḋ ar an dalta so agus cuairtiġiḋ a ṗócaí."

Do deineaḋ sin agus fuaireaḋ an t-uaireadóir i gceann aca.

"Cad a ḋéanfaimíd leis an mbiteaṁnaċ seo?" ars an t-óstóir.

"Scaoiliḋ uaib é," arsa Briġid," mar ġeoḃaiḋ sé bata na croiċe taoḃ istiġ de leaṫ-ḃliaḋain ó'n lá so."

B'ḟíor dí. Do ṁairḃ sé fear i gCo. Luimniġe agus do croċaḋ é mar ġeall ar an marḃuġaḋ.

"Go dtugaiḋ Dia lá maiṫ díḃ, go léir," arsa Briġid agus do buail sí amaċ.

"Go mbuaiḋ Dia leat, a Ḃriġid, " ars an t-óstóir.

"Cé hí féin?" arsa Diarmuid.

"Ní ḟeadar ar airġis tráċt riaṁ ar Ḃriġid Ní Ṁoċóirġe," ars an t-óstóir.

"D'airġeas go minic, agus an í siúd í?"

"An bean céadna."

# Eaċtra Nóta Deiċ bPúnt

## I.

B'aisteaċ an mac é Míċeál Ó Nialláin— go dtugaiḋ Dia saor-ḃreiṫeamnas ar a anam má tá gáḃaḋ leis—agus is 'mó lá aoiḃinn do ċaiṫeas cois aḃann i n-éinḟeaċt leis le linn m'óige. Fuinneadóir buḋ eaḋ Míċeál, agus toisc ná bíoḋ le déanaṁ aige san lá aċt aon ḃruṫóg aráin aṁáin, do ḃíoḋ an-ċuid aimsire saoire aige; aċt do ċaiṫeaḋ sé an aimsir sin ag iascaireaċt, agus ba ḃreáġ ċuige é. Iascaire iongantaċ buḋ eaḋ Míċeál, mar dá seasfaḋ sé ar an bport agus fead do ċur sé na breacaiḃ do ṫiocfaidís ċuige n-a ḃfiċidiḃ mar adéarfá. Agus nuair ná béaḋ an t-am oireaṁnaċ le haġaiḋ iascaireaċta ins na haḃainniḃ do ċuireaḋ sé an ḟairrge fé ċánaiġ. Agus an tslat iascaiġ do ḃí aige! Ní raiḃ a leiṫéid ó Ṡráid na Caṫraċ go Cill Dá Lua, mar do ḃí an t-aḋmaḋ a ḃí innti ċoṁ roiġin agus ċoṁ leaḃair sin is go ḃféadfaḋ sé "snaiḋm na péiste" do ḋéanaṁ dí gan pioc díoġḃála do ḋéanaṁ uirṫi.

Fear lom crom-ḟlinneánaċ, meoḋanaċ árd, buḋ eaḋ Míċeál, agus nuair do bíoḋ sé ag siuḃal do luascaḋ sé a láṁa ó ṫaoḃ go taoḃ ós cóṁair a ċuirp amaċ. Ḃí folt ciar-ḋuḃ air, agus féasóg agus crom-ḃéal fionna-ruaḋ. Níor ṫáinig an ḟéasóg aċt go bun na cluaise agus do ḃearraḋ sé na corráin

agus an smig, gaċ aon lá náċ mór, mar do ḃíoḋ sé an-ċáiréiseaċ dó féin.

Ní raiḃ de ṫuarastal ag Míċeál aċt cúig scillingí is fiċe san tseaċtṁain, agus ḃí sé féin agus a ḃean agus ceaṫrar cloinne ag braiṫ ar an méid sin ċun a gcoṫuiġṫe. Nuair do ḃí na leanḃaí ag éirġe suas do ḃí sé cruaiḋ go leor ar an ḃfear ḃoċt greim le n-iṫe agus snáiṫe éadaiġ do ṡoláṫairt dóiḃ; agus duḃairt sé leis féin go gcaiṫfeaḋ sé rud eicínt a ḋéanaṁ ċun aguisín do ċur leis an teaċt-isteaċ a ḃí aige. Ba ṁaiṫ an ċuiṁne í—do ḃeaṫóċaḋ sé muc!

Ní túisce ṫáinig an smaoineaḋ ċuige ná do ċuir sé i ngníoṁ é. Ċuir sé suas cró muice agus ní raiḃ ceann níos deise nó níos seascaire san ḋúṫaiġ. Annsin do ċeannuiġ sé bainḃín ar ċoróin, agus nuair do ċuir Míċeál é i seilḃ an árais a ḃí tógṫa aige le n-a aġaiḋ ní ċroiṫfeaḋ sé láṁ le rí Ṡasana ḃí sé ċoṁ neaṁ-spleáḋaċ sin.

A leiṫéid de ċúram is do tugaḋ do'n ḃainḃín! Gaċ sodluirt a ḃféadfaí ḟaġáil tugtaí dó é ar nós go raiḃ sé ag dul i méid agus i raiṁse i n-aġaiḋ an lae. Ċongḃuiġeaḋ Míċeál an cró go snasta i gcoṁnuiḋe; agus an clós beag a ḃí taoḃ amuiġ de, ḃí sé ċoṁ glan le húrlár an tiġe féin, agus is mór an focal é sin, mar ní raiḃ teiġ níos slaċtṁaire insan tsráid ná teiġ Míċíl.

Téiġeaḋ sé amaċ anois agus arís agus do ḃeireaḋ sé lán mála de ċuiseógaiḃ isteaċ leis, agus do ḃeirḃiġeaḋ sé le haġaiḋ na muice iad, agus nuair do ḃeidís siúd meascṫa



"Nuair cuirfiḋ an té do ġoid an t-uaireadóir a láṁ ar an gcorcán glaoḋfaiḋ an coileaċ." l. 49.

le prátaí agus gráinne min-ḃuiḋe agus braon bainne ġéir, do ḃéaḋ muc an ríoġ ag trúṫnán leis an mbéile dá ḃfeicfeaḋ sí é. Mála neantóga lá eile. Aḃla go mbéaḋ an loḃaḋ ag teaċt orṫa agus dorn rúġ caoraċ, nó dorn cairtreaḃáin, anois agus arís, ċun faoḃair do ċur ar ġoile na muice.

Arḃ' aon iongna é go raiḃ árraċtaí de ṁuic ag Míċeál i gceann leaṫ-ḃliadna ná raiḃ a leitéid le feiscint i nUí Ḃriocáin ar fad? Agus ba ṁaiṫ an níḋ é gur ḟág sé roinnt fairsingeaċta ins an gcró mar dá mbéaḋ an doras aon órdlaċ aṁáin níos luġa sa leiteid, ní ḟéadfaḋ an ṁuc dul isteaċ ann—nó teaċt amaċ, dá mba ruḋ é go ḃfásfaḋ sí an t-órdlaċ an faid do ḃéaḋ sí istiġ

Pé'r doṁan é ḃí an ṁuc i rioċt pléascaḋ le neart feola nuair do ṫiomáin Míċeál í go doiċ ar maidin go dtí aonaċ na Caṫraċ an 10aḋ lá de Ṁí Ṁeáḋan an Ḟóġṁair, 1917, ċun na pinginne ab'aoirde a ḟaġáil uirṫi. Ḃí súil gaċ éinne ar an muic mar ní raiḃ aon teaċt n-a gaoḃar ag aon ṁuic eile ar an aonaċ léiṫe. Níor ḃfada gur ṫáinig ceannuiġṫeóir.

"Cad do ġlacfaiḋ tú ar an muic sin," ars an ceannuiġṫeóir.

"Dá ṗúnt déag," arsa Míċeál go neaṁ-spleáḋaċ.

"Ní ġlacfá a leaṫ is dóċa," ars an ceann-uiġṫeóir, agus do ḃailiġ sé leis gan fanaċt le freagra.

Ar ball, ṫáinig fear fé déin Ṁíċíl—

fear a tugtaí "An Sceaċ" mar leas-ainm air. Ḃí sé siúd agus Míċeál an-ṁuar le n-a ċéile toisc go raḃadar araon an-taḃarṫa do'n iascaireaċt.

"Tá na runnaiġ istiġ ag an gCaisleán," ars "An Sceaċ."

"T'anam ó'n riaḃaċ," arsa Míċeál, "agus mise gaḃṫa annso. Scoil ṁuar?"

"Airiġim go ḃfuil siad ċoṁ tiuġ ann is go ḃféadfá siuḃal orṫa. Ḃeiḋ mise ag dul suas láiṫreaċ," ars "an Sceaċ."

"Leanfaiḋ mé ṫú ar ball nuair a ḋíolfaiḋ mé an conablaċ seo," arsa Míċeál.

Ḃí na ceannuiġṫeóirí ag teaċt agus ag imṫeaċt aċt ní ḃainfeaḋ Míċeál pinginn de'n luaċ do ċuir sé ar an muic i dtosaċ. Amaċ sa ṁaidin, agus Míċeál ag éirġe tuirseaċ de'n ġnó, agus trúṫnán aige leis "An Sceaċ" agus an spórt a ḃí aige fé'n am sin ag gaḃáil runnaċ ag Caisleán an Ḟraoiġ, do ṫáinig an ċéad ċeannuiġṫeóir arís. Tar éis an-ċuid margaireaċta agus mangarála agus "siocam-seaċam" do ṫug sé deiċ bpúnt ar an muic. Ṫiomáin Míċeál an ṁuc go port na traenaċ agus fuair sé nóta deiċ bpúnt ó'n gceannuiġṫeóir annsúd.

II.

Naċ ar Ṁíċeál do ḃí an t-áṫas agus an ríméad! Ní raiḃ an méid sin airgid leis féin riaṁ roiṁe sin aige, agus do ċeap sé ná ḃfeicfeaḋ sé lá boċt go bráṫ arís.

D'imtiġ sé leis abaile gan ṁoill ċun an air-gid do ċur i dtaisce; aċt ní raiḃ aon áit sa teiġ a ḟásóċaḋ é mar ṫaisceadán, agus buḋ é rud do ċinn sé ar a ḋéanaṁ: an t-airgead do ċongḃáil i bpóca a ḃeiste go dtiocfaḋ sé abaile.

Ṫóg sé amaċ a ċleaṫ iascaiġ ċun dul go dtí an Caisleán, agus ar eagla go mbéaḋ sé de ḃotún air an nóta do ḃriseaḋ ċun an duirn ḃreáġ airgid a fuair sé "do ḟliuċaḋ," mar adeirtear, dá gcasfaí éinne des na coṁarsain air, níor ġaḃ sé tríd an tsráid i n-ao'ċor, aċt b'aṁlaiḋ do ċuaiḋ sé tart timċeall na Caṫraċ tríd an talaṁ go dtí gur ṫáinig sé amaċ ar ḃóṫar an Ċaisleáin ar an dtaoḃ eile de'n ḃaile, agus annsin do ġread sé leis nuair do ḃí sé as an gcon-tabairt.

Do ḃí an nóta i bpóca a ḃeiste aige, agus do ṫógaḋ sé amaċ é, anois agus arís, agus d'ḟéaċaḋ sé air, agus a ċroiḋe ag borraḋ le háṫas go raiḃ an méid sin airgid aige. Ba ċosaṁail é le páiste a ḃéaḋ tar éis bréagáin nuaiḋ a ḟaġáil. Nuair do ṫógfaḋ sé lán a ṡúile de'n nóta do ċuireaḋ sé n-a ṗóca arís é go cúramaċ; aċt tar éis tamaill duḃairt sé leis féin nár ró-ṁaiṫ an áit í póca a ḃeiste ċun an ṁéid sin airgid do ċoimeád ann. Ṫóg sé amaċ an nóta arís agus do ċuir sé i bpóca a ḃrísde é—póca a ḃí ar a ċromán aige—aċt ní raiḃ sé sásta leis an áit sin aċt an oiread, agus d'éiriġ sé tuirseaċ de ḃeiṫ ag cur a láiṁe siar gaċ nóimint ag féaċaint an raiḃ an nóta

ann. Annsin do ċuir sé taoḃ istiġ de ċeann dá stocaiḃ é. "Ní baoġal dó anois," ar seisean; aċt, ar a ṡon sin féin, gaċ fiċe coiscéim a ṡiuḃlaḋ sé do ċromaḋ sé síos ċun a ḋeiṁniuġaḋ dó féin ná raiḃ an nóta imṫiġṫe. Agus aon uair aṁáin, nuair do ċrom sé, do ċeap sé go raiḃ an nóta á ḃruġaḋ féin aníos as an stoca le luascaḋ na coise. Do ṫarraing sé aníos é agus do ċongḃuiġ sé n-a láiṁ é go ceann i ḃfad agus a ċeann 'n-a roiṫleán ag féaċaint cá gcoim eádfaḋ sé an t-airgead.

Ḃí an lá an-ḃroṫallaċ, agus leis an imniḋe do ḃí air i dtaoḃ an nóta, agus le saoṫar na siuḃlóiḋe do ḃí Míċeál ag cur alluis go tiuġ. Leag sé an ċleaṫ i gcoinne claiḋe agus do ḃain sé a hata ḋe ċun an alluis do ċuimilt dá éadan, agus nuair do ċonnaic sé an hata do las a ṡúile le háṫas.

"Tá sé agam fé ḋeireaḋ," ar seisean, "agus náċ mór an 'madán mé nár ċuiṁniġ air roiṁe seo."

Do ṫóg sé líneáil an hata agus do ċuir sé an nóta isteaċ fúiṫi. "Anois," ar seisean, "ní baoġal go gcaillfiḋ mé é i gan fios dom féin."

Nuair do ḃain Míċeál an Caisleán amaċ ní raiḃ "An Sceaċ" ná aon duine beo eile le feicsint ann, cé gur ċeap sé go mbéaḋ an dúṫaiġ go léir bailiġṫe annsúd ag iar-caireaċt. Ḃí an-eolas ag Míċeál ar teaċt agus imṫeaċt na n-iasc agus do ṫug sé com-arṫaí fé ndeara a ċruṫuiġ dó go raiḃ na

runnaiġ annsúd agus gur b'aṁlaiḋ a ḃíodar imtiġṫe níos fuide soir sa ċuan.

Siúd soir leis láiṫreaċ, agus ba ġearr go ḃfeacaḋ sé an scoil ó ḃarr na haille i n-aice le Carraig a' Doruġa—áit an-oireaṁnaċ ċun iascaireaċta. Ḃí gaḃag fada fairsing annsúd agus taoḃ istiġ de'n ġaḃag do ḃí uaiṁ ṁuar ag rit fé talaṁ. Poll a' Ċliaḃáin a tugtar air.

Do ċrom Míċeál ar a ġléas iascaireaċta do ċur i gcóir aċt is ar éigin a ḃí tosnuiġṫe aige nuair d'airiġ sé, dar leis, gutanna daoine istiġ san uaiṁ. D'éiriġ a ċuid gruaige 'n-a seasaṁ fé 'n a hata mar ḃí droċ ainm ar an áit; aċt ar a ṡon sin féin do ḋruid sé níos fuide isteaċ i dtreo béil na huaiṁe agus do ċuir sé cluas le héisteaċt air féin. Ní raiḃ aon dearmaḋ i n-ao'ċor air: ḃí daoine san uaiṁ gan daḃt ar doṁan, agus do ḃí sé ag fiafruiġe ḋé féin cad do ṫug annsúd iad nuair d'airiġ sé duine eicínt ag laḃairt taoḃ ṫiar de.

" Caiḋé an diaḃal gnó a ṫug tusa annso, nó cad tá á ḋéanaṁ agat—spiḋeóireaċt an eaḋ?"

D'iompuiġ Míċeál agus cad do ċífeaḋ sé n-a ṡeasaṁ ós a ċoṁair aċt fialtaċ d'ḟear ṁuar ċnáṁaċ agus cuma an-ṁillteaċ air. Báinín agus bríste bréide a ḃí á gcaiteaṁ aige, peampúiti ar a ċosaiḃ agus cáibín bog ar a ċeann. " Árannaċ—poitín," arsa Míċeál leis féin agus annsin ós árd:

" Spiḋeóireaċt! Cad air a ndéanfainn spiḋeóireaċt? I ndiaiḋ na runnaċ do ṫáiniġ mé."

“I nḋiaiḋ na runnaċ mar ḋeaḋ! Scéal ṫairis!” arsan an fear eile go fonoṁaiḋeaċ.

Do ḋein Míċeál fé ḋéin na cleite a ḃí n-a luiġe ar an gcarraig.

“Beir bog ort féin,” ars an fialtaċ, “ná corruiġ, fan mar atá tú.”

Do ċuir sé a ḋá láiṁ le n-a ḃéal agus do ḋein sé trúmpa ḋíoḃ agus do leig sé trí liúiġ i nḋiaiḋ a ċéile isteaċ san uaiṁ.

“Cad tá uait?” arsa duine eicínt istiġ, “ḃfuil aon tóir orainn?”

“Ní'l,” ar seisean, “aċt tagaḋ beirt agaiḃ amaċ láiṫreaċ. Rugas ar spíḋeóir annso.”

“Ní haon spíḋeóir mise,” arsa Míċeál, go mí-ċéadtaċ.

“Deirim-se leat-sa anois, a ḋuine ċroiḋe,” ars an fialtaċ, “go mb'ḟearra ḋuit ciall do ḃeiṫ agat agus do ḃéal do ċongḃáil ḋúnta,” agus do ḃí fuaim eicínt n-a ġlór do ċuir i n-uṁail do Ṁíċeál nár ḃ'aon ḋóiġtín é.

Ṫáinig curraċ ag gobaḋ amaċ as an uaiṁ agus beirt fear innti. D'ḟéaċadar go géar ar Ṁíċeál.

“Cad a ḋéanfaimíd leis an duine seo?” ars an fiaḋaltaċ.

Do labair duine de'n beirt a ḃí san gcurraċ:

“Caiṫfimíd é do ċongḃáil annso go dtí go mbeimíd ag imṫeaċt as an uaiṁ, ar eagla go scéiṫfeaḋ sé orainn,” ar seisean. “Cá ḃfios ḋúinn narḃ' aṁlaiḋ do cuireaḋ i leiṫ

annso é d'aon ġnó ċun a ḟaġáil amaċ a' mbéaḋ aon rud ar siuḃal istiġ."

"Ḃíos ag cuiṁneaṁ ar an rud céadna," arsa an fialtaċ. Annsin do laḃair sé le Míċeál:

"Bain díot do ċóta agus do ḃróga," ar seisean. Do ḋein Míċeál mar a duḃraḋ leis—mar cad do ḃféadfaḋ sé a ḋéanaṁ i gcoinne triúir?—"agus tá sé ċoṁ maiṫ ḋuit do hata d'ḟágaint annso leis," ar seisean, agus do sciob sé an hata de ċeann Ṁíċíl agus do ċaiṫ sé anuas ar an gcóta é. Do léim croiḋe an ḟir boiċt isteaċ 'n-a ḃéal nuair do sciobaḋ uaiḋ an hata agus a raiḃ ann.

"Fág an hata agam," arsa Míċeál, "mar ġeoḃaiḋ mé slaġdán smugairle im' ċeann má fágfar ceann-noċtuiġṫe mé."

"Taḃairfimíd caiḋpín oiḋċe ḋuit ar ball," arsa an fialtaċ, agus dranna air.

Ḃí Míċeál boċt i gcás idir ḋá ċoṁairle. Ní raiḃ fios aige cad do b'ḟearra ḋó a ḋéanaṁ—a innsint do luċt an ṗoitín go raiḃ deiċ bpúnt san hata, nó an scéal a ḟágaint mar do ḃí sé le súil go dtiocfaḋ "An Sceaċ" agus go ḃfaiġeaḋ sé an hata. B'in í an ceist. Ḃí sé suaiḋte n-a aigne agus níorḃ' aon iongna é; aċt fé ḋeire duḃairt sé ná scéiṫfeaḋ sé an rún agus ná taḃarfaḋ sé de ṡásaṁ do luċt a ḃreiṫe an t-airgead do ḃeiṫ aca. Ṫóg duine de'n beirt a ḃí san gcurraċ an tslat iascaiġ agus na baill éadaiġ agus d'ḟág sé ar ċarraig eile iad timċeall le trí céad slat ó ḃéal na huaiṁe, i gcaoi go gceapfaḋ éinne a

ḃfeicfeaḋ iad gur ḃ'aṁlaiḋ do báṫaḋ Míċeál agus ná béaḋ aon ḃalaiteóireaċt i n-aice na huaiṁe. Annsin do seolaḋ Míċeál boċt fé ṫalaṁ n-a ġeiṁleaċ.

## III.

Ba ġearr 'n-a ḋiaiḋ sin gur ṫáinig "An Sceaċ" agus do ċonnaic sé an hata agus na baill éadaiġ eile ar an gcarraig. D'aiṫniġ sé láiṫreaċ iad: aċt cá raiḃ an té ba leis iad? D'ḟéaċ sé 'n-a ṫimċeall aċt ní raiḃ radarc de le feiscint. Do riṫ sé isteaċ n-a ċeann go mb'ḟéidir gur ḃ'aṁlaiḋ do báṫaḋ é. Annsin do ġlaoḋaiḋ sé amaċ i n-árd a ċinn agus a ġoṫa: "A Ṁiċíl, A Ṁiċíl, cá ḃfuil tú?" An mac alla aṁáin a ṫug freagra air.

"Ní ḟeadar an doṁan cad do ḃain dó i n-ao'-ċor," ars "An Sceaċ," leis féin, "b'ḟéidir gur ól sé braoinín tar éis na muice do ḋíol agus gur ġoill sé air! 'Seaḋ, agus do ḃí an poitín damanta úd dá ḋíol sa tsráid indiu—rud niṁneaċ loḃṫa a—an feaḋ a ṁeaḃair de ḋuine gan ṁoill ḃain rud atá im' aigne ċuige."

Ḃí an áit an-uaigneaċ agus do ṁoṫuiġ "An Sceaċ" eagla ag teaċt air féin. Ní raiḃ duine beo san áit aċt é féin, agus ní raiḃ le cloisint aċt crónán brónaċ na dtonntraċa agus screaḋ caointeaċ na n-éan; aċt níor ḃfada gur ṫáinig iascaire eile agus d'innis "An Sceaċ" an scéal dó. Annsin

do ḃí na hiascairí ag teaċt n-a ḋuine is n-a ḋuine agus ba ġearr go raiḃ maṫ-ṡluaġ ar an lic agus gaċ éinne ag tabairt a ḃreiṫe féin uaiḋ ar an rud diaṁair a ḃí tar éis tuitim amaċ.

Do ċuartuiġeadar gaċ órdlaċ des na carraigeaċaiḃ ar feaḋ cúpla céad slat siar agus soir ó'n áit n-ar fuaireaḋ cóta Ṁiċíl agus na baill eile; aċt ba ḃeag an maiṫeas dóiḃ é, mar ní raiḃ tásc ná tuairisc le faġáil air.

Ba ḋuḃaċ an scéal a ḃí ag "An Sceaċ" an tráṫnóna úd nuair ṫug sé rudaí Ṁiċíl aḃaile leis, agus do ḃainfeaḋ sé deor a' cloiċ a ḃeiṫ ag éisteaċt le bean Ṁiċíl agus a ċlann ag caoineaḋ an fir boiċt. Ḃí aiṫ-ṁéala agus brón ar gaċ éinne sa tsráid i dtaoḃ Ṁiċíl, mar fear láġaċ buḋ eaḋ é go raiḃ báiḋ ag gaċ éinne leis. Aċt is ait an rud é go raiḃ daoine ann agus do ċreideadar gur cleas eicínt a ḃí ar siuḃal aige, agus nár báṫaḋ i n-ao'-ċor é; aċt i gceann cúpla lá ḃí gaċ éinne suiḋte ḋe gur ḃ'aṁlaiḋ do scuabaḋ de'n ċarraig é le tonn ḃáiḋte nuair do ḃí sé ag dul fé ṡáile, mar ba ṁait leis é féin do ṫúmaḋ anois agus arís.

. . . . . . .

An Doṁnaċ a ḃí ċuġainn do cuireaḋ Míċeál fé ġuiḋe an ṗobail ag an Aifreann, agus ag dul aḃaile do luċt na tuaiṫe ní raiḃ d'áḃḃar cainnte aca aċt an bás uaṫḃásaċ do fuair an fuineadóir boċt. Ḃí scata ban ar an mbóṫar go dtí an Caisleán nuair cad do ċifeaḋ siad ċúca aċt fear

agus é ceann-noċtuiġṫe, cos-noċtuiġṫe, agus gan snáiṫe de'n ċóta air. B'aisteaċ an raḋarc é maidin Dia Doṁnaiġ, aċt do ċeapadar gur duine eicínt a ḃí as a ṁeaḃair a ḃí ann. Ba ḃeag dá ċuiṁneaṁ do ḃí aca go raiḃ Míċeál 'na ḃeaṫaiḋ, agus do ḃíodar ag déanaṁ iongantais de'n t-saṁailt agus ag fiafruiġe dá ċéile cé'r ḃ'é féin nuair do leig bean aca scread uaṫḃásaċ aisti: "Comraiġe Dé ċuġainn! spiorad Ṁícíl Uí Nialláin atá ann," ar sisi, agus do ṫuit sí i ḃfanntaisne ar an mbóṫar. D'iompuiġ an ċuid eile agus siúd siar iad ag riṫ ċoṁ mear is do ḃí sé 'n-a gcosaiḃ, agus iad ag screadġail leis an scárd agus an sceinnfeaḋ a ḃí orṫa, agus níor stadadar gur casaḋ dream fear orṫa. Duḃradar go raiḃ spiorad Ṁícíl n-a ndiaiḋ. Do leig na feara scairt asta.

"An duine aduḃairt gur cleas eicínt a ḃí ar siuḃal ag Míċeál, do ḃí an ceart aige," arsa fear aca.

Nuair do ṫeangṁuiġeadar féin agus Míċeál le n-a ċéile ḃí cuma an-ṡuaiḋte ar an ḃfear boċt.

"Ar fuaraḋ mo hata? Ar fuaraḋ mo hata? ar seisean. D'ḟéaċadar air le hiongantas agus d'ḟéaċadar ar a ċéile mar níor ṫuigeadar ḃríġ na ceiste.

"Deaṁan a ḃfuil d'á ḟios againn," arsa duine aca. Ní duḃairt Míċeál focal eile, agus do ġread sé leis' fé déin na sráide. B'é "An Sceaċ" féin an ċéad duine eile do casaḋ air, agus d'aḋṁuiġ sé n-a ḋiaiḋ

sin nár baineaḋ a leiṫéid de ġeit riaṁ as agus do baineaḋ nuair do ċonnaic sé Míċeál.

“Ar fuaraḋ mo hata?” arsa Míċeál de'n ċéad ḟocal.

“Fuaraḋ agus gaċ niḋ eile d'ḟágais i do ḋiaiḋ; aċt cad do ḃain duit i n-ao'-ċor?” ars “An Sceaċ.”

“Neósfaiḋ mé é sin duit ar ball. Cad do ḋeinis leis an hata?” arsa Míċeál.

“Gaċ ní leaṫ a fuaras ṫugas do Ṁáire iad”—b'í Máire bean Ṁiċíl. D'imṫiġ Míċeál leis, aċt i n-ionad dul an coṁgar aḃaile tríd an tsráid do ġaḃ sé muar-ṫimċeall tríd na páirceanna mar níor ṁaiṫ leis go ḃfeicfiḋe é ins an gcuma n-a raiḃ sé; aċt do leaṫ an scéal go raiḃ sé n-a ḃeaṫaiḋ go slán folláin, agus d'eiriġ an-ċorruiġil sa tsráid.

Nuair do ṫáinig sé go dtí a ṫeiġ féin ḃí maṫ-ṡluaġ annsúd roiṁe ċun fáilte do fearaḋ dó. Céad ċeist do cuireaḋ i n-éin-ḟeaċt air aċt ní raiḃ aon toraḋ aige ar aoinne.

“Cá ḃfuil mo hata?” ar seisean ag dul isteaċ an doras dó.

“Do ṫugas do ‘Ḋrioṫáirín’ é ar son t-anama nuair do ċeapamar gur báṫaḋ ṫú,” arsa Máire. Fear buḋ eaḋ “Drioṫáirín” a ḃíoḋ ag gaḃáil timċeall ó áit go háit ag casaḋ aṁrán mar ṡliġe ḃeaṫaḋ, agus toisc ná raiḃ aon ṁaiṫ in aon aṁrán do ḃí aige aċt i n-aon ċeann aṁáin—“Drioṫáirín Ó Mo Ċroiḋe”—tugaḋ “Drioṫáirín” mar leas-ainm air.

"Cé'n fáid ó soin?" arsa Míċeál.

"Aṫruġaḋ inné," arsa Máire.

"Go ḃféaċaiḋ Dia anuas orainn agus go dtugaiḋ Sé grásta na foiḋne ḋam," arsa Míċeál go diaċrac, "ḃí an nóta deiċ bpúnt úd a fuaras ar an muic fé líneáil an hata."

Do lúb a cosa fé Ṁáire boċt agus dá sáiṫfiḋe scian innti ní ṫiuḃraḋ sí braon fola. Do ṫuit sí de ṗlap ar an gcaṫaoir agus do ċrom sí ar ġol agus ag greadaḋ a bas, agus a leiṫéid de "ċoṁráḋ bó" is d'eiriġ san teiġ níor airiġeaḋ riaṁ.

## IV.

Tar éis tamaill, nuair do ṁaoluiġ an ċorruiġil, d'innis Míċeál dos na comarsain cad do ḃain do féin. Ḃí an-ċuid poitín a tugaḋ ó Árainn cúpla oiḋċe roiṁ lá an aonaiġ i ḃfolaċ i bPoll a' Ċliaḃáin, agus do ċeap luċt a' ṗoitín ná féadfaḋ Míċeál gan eolas a ḃeiṫ aige go raiḃ an biotáille aindliġṫeaċ á díol i Sráid na Caṫraċ an lá d'imṫiġ sé féin ar ceal. Do ċeapadar, leis, go gcuirfeaḋ sé "a dó agus a dó le n-a céile" tar éis na gutanna do ċloisint san uaiṁ agus a ṫeangṁáil leis an ḃfiaḋaltaċ—é féin agus a ṗeampúiti—mar ní ṫagaḋ poitín go dtí an taoḃ sin ó aon áit eile aċt ó Árainn. Ar eagla go mbéaḋ Míċeál ag cainnt i dtaoḃ an eaċtra do ḃain dó, agus go leaṫfaḋ an scéal go dtí go gclois-



"Ná fuil dá ċeann ar an nóinín anois?" l. 74.

feaḋ cluasa an dliġe é sa tsráid, b'ḟéidir, do ċongḃuiġeadar Míċeál go dtí go raiḃ an poitín ar fad díolta aca le hóstóirí i Leaċt Uí Ċonċuḃair, i Lios Ceannúir, agus i nInis Díomáin. An oiḋċe roiṁe sin do díolaḋ an braon deireannaċ de, agus do scaoileaḋ é an ṁaidin sin. An faid do ḃí sé san uaiṁ do ḃí luċt a' ṗoitín go han-ṁait ċuige.

Fuaraḋ amaċ go déannaċ an tráṫnóna úd gur ḟág "Drioṫáirín" an tsráid aṫruġaḋ indé roiṁe sin, tar éis an hata d'ḟaġáil ó Ṁáire, agus gur ġaḃ sé an bóṫar siar. Ar maidin lá 'r n-a ḃáireaċ fuair Míċeál capall agus carr ar iasaċt agus d'imṫiġ sé féin agus "An Sceaċ" ar tóir "Ḋrioṫáirín." Nuair do ḃaineadar amaċ Cill Ċaoiḋe d'airiġeadar go raiḃ sé annsúd, aċt go raiḃ sé imṫiġṫe go Carraig a' Ċaḃaltaiġ sé míle ó'n áit sin. Cé go raiḃ an capall tuirseaċ dó ġreadadar leo agus níor ḃfada gur ḃaineadar amaċ an baile beag úd. Ag dul tarsna an droiċid le hais an ċuain d'airiġeadar guṫ "Ḋrioṫáirín" agus annsin nuair do ṫángadar go dtí an crosaire atá i lár na sráide do ċonnacadar é agus é ag gaḃáil aṁráin taoḃ amuiġ de ṫeiġ ósta.

Nuair do tuirling Míċeál d'aimsiġ sé an hata agus do sciob sé de ċeann "Ḋrioṫáirín" é. Nuair d'ḟéaċ sé isteaċ ann do ċonnaic sé go raiḃ an líneáil imṫiġṫe!

Do ḃí aiṫint ag "Drioṫáirín" ar Ṁíċeál

agus is beag nár scannruiġeaḋ an t-anam as nuair do ċonnaic sé é.

"Cá ḃfuil líneáil mo hata, cá ḃfuil an líneáil, cad do ḋeinis léiṫe?" arsa Míċeál agus na súile ag preabaḋ as a ċeann.

"Do ḃí sál mo ḃróige am' ġortuġaḋ arsa 'Drioṫáirín' mar do ḃí mo stoca briste agus do ċuireas an líneáil fém' sáil."

Ḃí pílḟear ag gaḃáil ṫart agus do ċonnaic sé an rud a ḋein Míċeál. "Cad tá ar siuḃal eatorraiḃ?" ars' an pílḟear.

Do ṁiniġ Míċeál an scéal dó. Do tugaḋ "Drioṫáirín" isteaċ san mbearraic, do baineaḋ a ṡean-ḃróg de agus do fuaraḋ an nóta.

Nuair d'ḟill Míċeál go dtí Sráid na Caṫraċ do coṁairliġeaḋ dó an t-airgead do ċur i dtaisce sa mbannc. Do ġlac sé an ċoṁairle agus do ċuaiḋ sé isteaċ go dtí an bainisteóir. D'ḟéaċ an bainisteóir ar an nóta, agus d'ḟéaċ sé go géar ar Ṁíċeál.

"A Ṁíċíl," ar seisean, "mara'ḋ go ḃfuil aiṫint agam ort agus go ḃfuil fios agam gur fear macánta tu do ċuirfinn fé ṫógaint tú."

"Caidé an ċiall, a ḃainisteóir? Caidé an ċiall airiú?"

"Mar ní'l sa nóta seo aċt nóta bréige," ars an bainisteóir.

# "NUAIR A ṪIOCFAIḊ DÁ ĊEANN AR AN NÓINÍN."

## I.

Ḃí feirmeoir 'n-a ċoṁnuiḋe fadó i mBaile Ḃaiscinn Uí Ḃriocáin, agus fear breáġ duineaṁail buḋ eaḋ é. Taḋg Ó Concuḃair a b'ainm dó; aċt tugtaiḋe "Concuḃaraċ a' Ċnuic" air, mar do ḃí a ṫeiġ suiḋte go deas ar aġaiḋ na gréine ar ṫaoḃ cnuic álainn. Ḃí stiall ṁaiṫ talṁan aige, agus ḃí sé gan uiresbaiḋ an tsaoġail air, mar do ḃí saiḋ-ḃreas agus maoin ag éirġe i n-áirde air, i gcaoi nár ċall dó féin faic a ḋéanaṁ aċt gnó na feirme a riarugaḋ dos na fearaiḃ oibre agus súil a ċongḃáilt i nḋiaiḋ na háite.

Sórt fileaḋ buḋ eaḋ Taḋg, cé nár eiriġ leis riaṁ aon ċáil ṁuar do ġnóṫugaḋ ḋó féin as a ċuid filiḋeaċta; aċt do ċaiṫeaḋ sé cuid ṁaiṫ de'n lá, agus de'n oiḋċe go minic, ag ceapaḋ aṁrán dó féin mar ċaiṫeaṁ aimsire. Ḃíoḋ fáilte aige i gcoṁnuiḋe roiṁ éinne a ḟéadfaḋ rann do ċur le ċéile, agus is annaṁ a ḃíoḋ sé gan file eicínt a ḃeiṫ ar cuaird aige. Ní raiḃ de ċlainn aige aċt aon inġean aṁáin. Máire Ḃán a tugtaiḋe uirte—agus do ṡáruiġ sí ar gaċ cailín eile 'san ṗarráiste i mbreáġṫaċt, agus i ngrás-taṁlaċt agus i nḋeiġ-ṁéin. Cailín gleoite, daṫaṁail, flaċtṁar buḋ eaḋ í de réir na seandaoine; agus cé go ḃféadfaḋ sí na seólta do leaṫaḋ agus roinnt eirġe i n-áirde

do ḋéanaṁ dá mbuḋ ṁaiṫ léiṫe, ní raiḃ aon ṁuar-ċúis ag gaḃáil léi, ná aon díċéille eile aċt an oiread.

D'ḟéadfaḋ Máire Ḃán a roġa d' ḟearaiḃ na dúṫaiġe d'ḟaġáil, aċt nuair a ḃí sí oċt mbliaḋna déag d'aois, agus áḋḃar cailín álainn innte, ḃí Taḋg ċoṁ taḃarṫa sin do'n ḟiliḋeaċt gur ċuir sé é féin fé rún gan í do ṫaḃairt mar ċéile d'aon ḟear aċt aṁáin d' ḟear a ḃéaḋ 'n-a ḟile. Is 'mó fear groiḋe gur ḃ'ait leis cleaṁnas a ḋéanaṁ léiṫe; aċt 'sé rud a deireaḋ an sean-ḟear nuair deintiḋe tráċt leis ar ċleaṁnas: "Ḋe airiú! ní'l innti aċt páiste fós, agus beiḋ sé luaṫ go leór aici cúram agus práiḋinn an tsaoġail do ṫarraingt uirṫi féin i gceann trí no ceaṫair de ḃliaḋantaiḃ eile."

Ḃíoḋ go raiḃ rún déanta aige Taḋg i dtaoḃ an ḟir gur ṁaiṫ leis a ḃeiṫ mar ċliaṁain aige, do ḃí rún déanta aige Máire Ḃán, leis, a ċuirfeaḋ rún a haṫar bun-ós-cionn nuair do ṫiocfaḋ an t-am ċuige. Ḃí fear óg 'n-a ċoṁnuiḋe ar an dtaoḃ eile de'n teorainn aca—"An Cillíneaċ Buiḋe" a tugtaí air, mar fear breáġ breicneaċ buḋ eaḋ é—agus ḃí Máire agus é féin geallta dá ċéile i gan fios do Ṫaḋg.

Baintreaḃaċ buḋ eaḋ máṫair an Ċillínig agus, dálta scéil Ṫaiḋg, ní raiḃ de ċlainn aici aċt é féin. Do cailleaḋ í nuair do ḃí an mac sé bliaḋna is fiċe d'aois, nó mar sin, agus do ḃí sé go han-leaṫ-láṁaċ tar éis a báis, mar ní raiḃ éinne aige a ḋ'ḟéaċfaḋ i ndiaiḋ na háiṫe ḋó; agus ní ḃíonn

cuma na maiṫe, ná cuma an raṫaṁnais, ná aon ċuma fóġanta eile ar ṫeiġ nuair ná bíonn bean tiġe ann.

Nuair do ḃí a ṁáṫair curṫa lá agus bliaḋain, d'iarr an Cillíneaċ ar Ṁáire é do ṗósaḋ. Duḃairt sise nár ṁiste léi é sin a ḋéanaṁ pé uair ba ṁaiṫ leis, aċt go gcaiṫfeaḋ sé labairt le n-a haṫair i dtosaċ agus cead pósta d'ḟaġáil uaiḋ. D'imṫiġ sé fé ḋéin an Ċonċuḃaraiġ agus d'ḟiafruiġ sé ḋe an mbéaḋ sé sásta Máire do ṫaḃairt ḋó mar ṁnaoi.

Do ġlac sceinnfeaḋ an sean-ḟear. Ṫáinig féaċaint sceonaṁail eicínt 'n-a ṡúiliḃ, agus do ċaill a urlaḃra air, mar níor laḃair sé ar feaḋ tamaill. An t-aṫruġaḋ crota a ṫáinig air, do ċuir sé n-a luiġe ar an gCillíneaċ ná raiḃ sé ró-ġeal leis féin, agus go raiḃ duine eicínt eile 'n-a ṡúil aige mar ċliaṁain.

"Tá aiṫṁéala orm," ars an Conċuḃarach fé ḋeireaḋ, agus crit 'n-a ġlór, "gur ṫáinigis ċuġam ar an ngnó so."

"Ar ṁiste ḋam a ḟiafruiġe ḋíot caiḋé an ċiall?" ars an Cillíneaċ.

"Mar ní féidir liom cead do ṫaḃairt do Ṁáire tusa do ṗósaḋ, agus is truaġ liom sin," ars an sean-ḟear.

"An aṁlaiḋ go gceapann tú ná fuilim oireaṁnaċ duit mar ċliaṁain agus ná fuilim maiṫ mo ḋóṫaint do Ṁáire—gur ag sodar i ndiaiḋ na huaisleaċta atáim, mar adéarfá?" ars an Cillíneaċ ag lasaḋ suas.

"Ó faire go deo!" ars an Conċuḃarach,

"Ní leigfinn a leiṫéid sin de smaoineaḋ isteaċ im ċeann mar is muar é mo ṁeas ort agus tá sean-ḃáiḋ agam leat; aċt tá sé de rún agam le fada ná taḃarfad cead do Ṁáire éin-ḟear do ṗósaḋ aċt fear a ḃeiḋ n-a ḟile agus ní file tusa."

"Is deacair a ċreideamaint go ḃfuilir i ndá ríriḃ," ars an Cillíneaċ, "aċt ní dóiġ liom gur muar an ċailleamaint orm eas-baiḋ na filiḋeaċta; agus," ar seisean, le searḃas, "is fuirist duit fear a ḟaġáil do Ṁáire má's file atá uait, mar gaċ bacaċ a ġaḃann an bóṫar anois gur féidir leis bréan-rann do ċur le céile, leigeann sé air gur file é. Dé mo ḋiaċair!"

"Aċt ní muar do'n té a ġeoḃaiḋ m'inġean-sa mar ṁnaoi tréiṫe eile a ḃeiṫ ann seaċas an filiḋeaċt," ars an Conċuḃaraċ; agus do ċeap an Cillíneaċ gur ṫug sé fé ndeara go raiḃ iarraċt ḃeag de náire ag teaċt ar an sean-ḟear mar ġeall ar an rún mí-ċiallda úd do ḃí déanta aige.

"Cé ċreidfeaḋ go gcuirfeaḋ fear ciallṁar stuamḋa mar tusa laincide air féin ar an gcuma sin? Agus, taiṫniġeaḋ sé leat nó ná taiṫniġeaḋ, deirim-se suas led' ḃéal anois gur éagcóraċ agus gur amadánta an rún é siúd ata déanta agat, agus gur muar an feall é má seasuiġeann tú leis."

"Aċt seasóċad; fan go ḃfeicfiḋ tú! Seasóċad!" ars an Conċuḃaraċ agus do buail sé a ṁaide ar an dtalaṁ ċum a ḋeiṁniuġaḋ do'n Ċillíneaċ a ḋaingne is do ḃí an rún i n-a ċeann aige.

"B'ḟéidir go dtiocfaḋ aṫruġaḋ intinne ort ar ball nuair a ḟéaċfaiḋ tú isteaċ 'san scéal," ars' an fear óg.

"Tiocfaiḋ, nuair a ṫiocfaiḋ dá ċeann ar an nóinín," arsa Taḋg.

"Sin rud ná facaiḋ éinne riaṁ fós," ars an Cillíneaċ, "agus ní ḃeiḋ Máire le faġáil agam go bráṫ mar sin."

"Bain pé bríġ is maiṫ leat as an méid aduḃart," ars an sean-ḟear. "Ní'l a ṫuilleaḋ le ráḋ agam-sa i dtaoḃ an scéil. Go dtugaiḋ Dia lá maiṫ ḋuit," agus d'iompuiġ sé ar a ṡáil agus d'imṫiġ sé leis.

II.

An tráṫnóna céadna nuair do casaḋ Máire air, d'innis an Cillíneaċ di cionnus mar ṫuit amaċ idir é féin agus a haṫair; aċt níor ċuir sé spalla bróin uirṫi, agus b' aṁlaiḋ do ċrom sí ar ġáiriḋe.

"Nuair a ṫiocfaiḋ dá ċeann ar an nóinín!" ar sise, agus do leig sí scairt eile airti. "'Seaḋ—bíoḋ foiḋne agat, agus beirimís ár lá linn go dtí sin."

"Go dtí go dtiocfaiḋ dá ċeann ar an nóinín!" ar seisean "Ḋe airiú, dá mairfeá go dtí go ndéanfaḋ snáṫadán cóṁra ḋuit ní ḟeicfeá a leiṫéid de rud. Is baoġal liom gur fonn magaiḋ atá ort."

"Ní cúis magaiḋ é," ar sise, "aċt ní ḟéadfainn gan gáire a ḋéanaṁ 'nuair d'air-ġeas i dtaoḃ an rúin úd atá déanta ag

m'aṫair. Ar airiġ éinne riaṁ aon rud níos díċéillíḋe? Aċt féaċ, níor ḋún Dia beárna ar éinne riaṁ fós nár oscail Sé beárna eile dó, agus táim suiḋte de go n-osclóċaiḋ Dia beárna ḋúinn-ne lá eicínt."

"Aċt cia'n ḟaid uainn an lá sin?" ars' an Cillíneaċ go gruamaċ. "Ní ṗósfá mise gan cead t'aṫar, is dóċa?"

"Ná hiarr orm a leiṫéid de rud a ḋéanaṁ," arsa Máire, "Ní ḃéaḋ lá de'n raṫ go bráṫ orainn."

"Ba ṁór an náire do t'aṫair é féin do ċur fé'n rún sin," ars' an Cillíneaċ go searḃ, agus ba léir do Ṁáire go raiḃ sé suaiḋte 'n-a aigne. Do las a croiḋe le gráḋ agus le truaġ ḋó. Do leag sí a dá láiṁ ar a ġuailniḃ, agus do ṫug sí póg ḋó uaiṫi féin.

"Sin í an ċéad ṗóg a ṫugas d'aon ḟear riaṁ, agus go maiṫiḋ Dia ḋam é má tá peacaḋ ann," ar sise; "aċt bíoḋ sí agat mar ċomarṫa go mbeiḋ mé dílis duit, is cuma cad é an rún atá déanta ag m'aṫair."

D'ḟan an scéal mar sin eadarṫa, agus do ċuaiḋ caiṫeaṁ ar an aimsir. 'San earraċ do ṫárla na neiṫe go ḃfuil tráċt orṫa go dtí seo. D'imṫiġ an t-earraċ agus ṫáinig an samraḋ—samraḋ sona, soillseaċ, sáṁ—aċt ba ḃeag an sásaṁ aigne do ṫug áilne na haimsire do'n Ċillíneaċ. D'imṫiġ an samraḋ agus ṫáinig an fóġṁar—fóġṁar breáġ buiḋe—aċt cé go raiḃ arḃar ag brúċtġail ṫar teorainn 'san iotlainn aige níor ṫáinig aon ṁaoluġaḋ ar an mbuaiḋreaṁ aigne a ḃí ag baint codlaḋ na hoiḋċe ḋe,

toisc ná raiḃ an leiġeas úd a ḃí uaiḋ ar an aonarḋaċt le faġáil. D'imṫiġ an fóġṁar agus táinig an geiṁreaḋ—geiṁreaḋ bog braonaċ—agus do ṁéaduiġ an ciaċ do ḃí ar a ċroiḋe le truime agus le smúid na haimsire. D'imṫiġ an geiṁreaḋ agus táinig an t-earraċ arís—earraċ tais, taḃartaċ—agus cé go raiḃ comarṫa aiṫbeoḋċainte ar gaċ aon níḋ, b'aṁlaiḋ do ḃí an Cillíneaċ ag dul i seirge i n-aġaiḋ an lae le hearbaiḋ méine a ċroiḋe. Aċt ḃí tráṫ a ḟuascailte buailte leis.

Lá breáġ geal gréine amaċ i mí na Márta do ḃí an Cillíneaċ ag treaḃaḋ nuair d'iontuiġ an aimsir go hobann. Ṫáinig duiḃṫean ar an spéir agus do ċrom sé ag cur sneaċta go tiuġ. Ḃí an Cillíneaċ ag scur a ṡeisriġe ċun dul aḃaile nuair cé ċífeaḋ sé ċuige ar a lom díċeall aċt Máire Ḃán. Ba léir dó ó'n gcrot a ḃí uirṫi nár ṁaiṫ léiṫe go ḃfeicfiḋe í, mar ḃí sí ag riṫ fé n-a ḋéin ar a cromadaḋ ar ṫaoḃ an Ċillíniġ féin de'n teorainn. Do ṡeas sí fé tor agus do ḃagair sí an Cillíneaċ i leiṫ ċúiċi. Ṫáinig sé, agus do ṫug sí cogar eicint dó. D'ḟéaċ sé tar an dteorainn i dtreo feirme an Ċonċuḃaraiġ, agus do ċonnaic sé an sean-ḟear cúpla páirc uaiḋ agus é ag féaċaint i ndiaiḋ a ċuid caoraċ. D'imṫiġ an Cillíneaċ fé 'n-a ḋéin láiṫreaċ. Agus é ag breiṫ suas air d'iompuiġ Taḋg aċt ba ḋoiċeallaċ an fáilte do ċuir sé roiṁe.

“Caidé an fuadar é seo atá fút anois?” ars an Conċuḃaraċ.

"Táinig mé ċugat arís," ars an Cillíneaċ, "a' féaċaint a dtaḃarfá Máire dam le pósaḋ."

"Nár ċuireas 'n-a luiġe ort anuraiḋ ná féadfainn cead do ṫaḃairt do Ṁáire tusa do ṗósaḋ?" ar seisean.

"Do ċuiris, nó do ṫugais iarraċt ar é do ċur 'n-a luiġe orm," ars an Cillíneaċ; "aċt is maiṫ is cuiṁin liom go nduḃairt-sa leat go mb'ḟéidir go dtiocfaḋ atruġaḋ intinne ort ar ball."

"Duḃrais," ars an Conċuḃaraċ, "agus is maiṫ is cuiṁin liom-sa, leis, go nduḃras leat go dtiocfaḋ atruġaḋ intinne orm nuair a ṫiocfaḋ dá ċeann ar an nóinín."

An ḟaid do ḃíodar ag cainnt do stad an sneaċta agus ḃí gealaḋ ag teaċt ar an spéir arís. Do ċrom an Cillíneaċ síos agus do ṗioc sé nóinín ar an ḃfód fé 'n-a ċois. Do ṡín sé amaċ a láṁ agus do ċuir sé an bláṫ beag ós coṁair súl an Ċonċuḃaraiġ amaċ, aċt ní duḃairt an seanḟear focal. Do spalp an ġrian amaċ go tráṫaṁail an nóimint ċéadna agus do ṡoillsiġ sí go taiṫneaṁaċ anuas ar an nóinín agus ar an gcoróinín ḃeag ġleoite de ġeal-ṡneaċta do ḃí go buacaċ ar a ċeann aige.

"Ná fuil dá ċeann ar an nóinín anois?" ars an Cillíneaċ.

Do ċorruiġ croiḋe an Ċonċuḃaraiġ, do las a aġaiḋ le taiṫneaṁ, agus ṫáinig buige 'n-a ṡúiliḃ cinn nuair do ċonnaic sé an seod beag greannta i láiṁ an Ċilliniġ. Agus é

ag lonnraḋ sé ḟolus na gréine. Níor laḃair sé go ceann tamaill.

"'Seaḋ," ar seisean ar a ṁaċtnaṁ sé ḋeireaḋ, "maran file tú tá féiṫ na filiḋeaċta ionat agus is leór sin. Bíoḋ Máire agat agus mo ṡeaċt míle beannaċt i néinḟéaċt léi."

## Aḋlacaḋ an Ċloiginn.

### Ceol Rúindiaṁraċ.

### I.

Ḃíos ar cuairt tamall ó ṡoin ag teiġ duine muintearḋa agus do luiġ cainnt na cuideaċtan ar neiṫiḃ neaṁṡaoġalta. D'innis fear an tiġe scéal dúinn agus do ċuir sé i gcuiṁne ḋom-sa eaċtra beag do ḃain dam féin nuair do ḃíos im óganaċ ag baile i gCo. an Ċláir bliaḋanta ó ṡoin.

Lá 'le Muire Foġṁair buḋ eaḋ é, agus níor ṫáinig lá níos neaṁḋa ar an spéir riaṁ. Ċuaiḋ dream againn ar turas fairrge ó Ṡráid na Caṫraċ amaċ go dtí oileán beag —Oileán Caoraċ a tugtar air—atá i gceart lár Ċuanta na Mara Báine leastiar de'n Ċaṫair. Ḃí deiċneabar ar an turas idir ḃuaċaillí agus ċailíní, agus daoine óga ins na déagaiḃ buḋ eaḋ a ḃformór. Slán iomlán leis an lá úd!

Do ċaiteamar an lá le haoiḃneas ag déanaṁ suilt dúinn féin le rinnce, le ceol, agus le haṁránaiḋeaċt, agus ag féaċaint ar na hiongantaisiḃ atá ar an oileán—an cillín do ċuir Sionán Naoṁṫa ar bun ann; an caisleán do tógaḋ ann ar ḃruaċ na haille ṫiar nuair do ḃí Bónapáirt ag bagairt ionnsuiḋe ar Ṡasana; na huaṁḋa agus na droiċeadaí do tollaḋ ins na carraigeaċaiḃ le sír-leadairt na fairrge; na pollta séiḋte; agus na follaċáin do ḃíoḋ ag na mangairiḃ mara nuair do ṫagaidís isteaċ annsúd fad ó le hearraí iasaċta.

Amaċ san tráṫnóna do ḋeineamar cuairt an oileáin ar fad. Tá ailltreaċa agus carrgeaċa leis an ḃfairrge i ngaċ aon áit ṫart timċeall an oileáin, aċt i n-aon ḃall ḃeag aṁáin. Ag gaḃáil ṫart dúinn annsúd do ṫugas féin rud eicínt fé nḋeara tíos ar an gcloċar—rud cruinn bán, agus é go geal fé ḟolus na gréine. Síos liom fé n-a ḋéin agus cad do ḃéaḋ ann aċt cloigeann duine!

Do ġáir na cailíní orm an cloigeann do ċaiteaṁ uaim, agus d'iarr na buaċaillí orm é do ḃreit aníos ċúċa. Ṫugas an cloigeann suas liom ar an bport, mar ṫáinig sé d'aigne orm poll a ḋéanaṁ agus é do ċur ann. Fuaras sean-ṡluasad do ḃí ar leaṫ-ċluais, go tráṫaṁail, i n-áṫ ceilpe do ḃí coṁgaraċ dam agus do ċromas ar an uaigín do ḋéanaṁ.

Do ḃailiġ an ċuideaċta im' timċeall ag déanaṁ greiḋne orm agus ag magaḋ fúm

mar ġeall ar a ḋíċéillíḋe is do ḃíos ag cailleaṁaint aimsire ag cur sean-ċloiginn! Ḋe, airiú! 'siad do ḃí go spleóḋraċ agus mise im' áḋḃar magaiḋ aca; aċt níor ḃfada go ndeaġaiḋ an sult agus an greann ar ceal.

## II.

Do cuireaḋ ṡtad go hobann leis an bport do ḃí á seinim aca, mar is ar éigin go raiḃ tosnuiġte agam ar an dtoċailt nuair d'éiriġ uall-ġol uaṫḃásaċ tamall maiṫ uainn, agus do ċuir sé sceinnfeaḋ ar gaċ éinne. Annsin d'airiġeamar an caointeaċán ba ḃrónaiġe dar airġeas riaṁ ag teaċt ċuġainn, mar do ċeapamar, isteaċ ón ḃfairrge. A leiṫéid de sceannraḋ is do fuaramar! D'iompuiġ a lí ar gaċ éinne agus do ḃí na cailíní i rioċt tuitim i ḃfanntaisne. D'ḟéaċamar amaċ i dtreó na háite 'na raiḃ an gol ar siuḃal aċt ní raiḃ pioc le feicsint ann. Duḃairt duine eicínt go mb'ḟéidir go raiḃ an caointeaċán i n-aice an ḃaill san ḃfairrge 'n-ar báṫaḋ an té gur leis an cloigeann.

Caiṫfiḋ mé aḋṁáil gur tugaḋ sceiṁle ḋam féin a ċuir mo ċroiḋe ag preabarnaiġ im' ċliaṫán, agus do corruiġeaḋ go muar mé, mar do ċeapas gur mise féin ba ċionntaċ leis an gcaointeaċán; aċt ní ḟéadfainn a ráḋ cia aca le baoḋċas ċuġam, nó le holc ċuġam, d'éiriġ an t-olagón.

Uaireanta ṫagaḋ an caointeaċán an-ġairiḋ

dúinn agus d'éirġeaḋ sé go hárd agus go huailleaċ, agus annsin ḋruideaḋ sé uainn arís, agus d'imṫiġeaḋ sé i n-ísle go dtí ná béaḋ ann aċt uċláinín beag lag. Ḃí sé ċoṁ cásṁar sin, agus ċoṁ duḃaċ, agus ċoṁ huaigneaċ, gur ċrom beirt des na cailíniḃ ag sileaḋ na ndeór. Aċt b'é rud a b'iongantaiġe ins an gcaointeaċán úd, a ċeolṁaire is do ḃí sé; ḃí an brón agus an ceól ag troid na honóra le n-a ċéile ann.

Do lean an gol an ḟaid do ḃí an poll á ḋéanaṁ agus á líonaḋ. Aon uair aṁáin ḃíos suiḋte de gur aníos as an bpoillín ḟéin do ḃí an caointeaċán ag teaċt; aċt nuair do ḃí an cloigeann curṫa agam agus an scraiṫ buailte anuas go deas ar an uaigín, do stad an gol go hobann agus níor airiġeamar arís é.

Ḃí gaċ éinne suaiḋte, agus do ḃí duairceas agus ciaċ ar gaċ croiḋe. Níor ḃ'ḟéidir linn cuiṁneaṁ ar aon rud eile aċt an caointeaċán, agus b'í an ċeist a ḃí ar ḃéal gaċ duine nuair do ḃíomar ag dul ḟé ḋéin na gcurraċ ċun dul abaile, aċt "Cad ba ḃun leis?" Ṫáinig réiḋteaċ na ceiste a ḃḟad níos luaiṫe ná mar do ḃí súil againn leis.

## III.

Ḃí cleasaiḋe de ċeoltóir 'n-ár measc agus do ḃí ḟeadóg ḃreáġ ḟonnṁar aige. Ḃí a ċúl súd leis an ngaoiṫ agus ḃí séideán breáġ láidir san áit n-a raiḃ an t-aḋlacaḋ

ar siubal. Ḃí an feadóg n-a láṁaiḃ aige, leastiar de ar ċaol a ḋroma, agus ḃí béal-ṗoll na feadóige i dtreó na gaoiṫe. Dálta na fuaime a deintear nuair a ḃíonn an ġaoṫ ag séideaḋ isteaċ ar ṗoll eoċraċ—agus is minic a ċloistear í—do ḃain an séideán fuaim ḃrónaċ as an ḃfeadóig, agus nuair d'airiġ an cleasaiḋe an ḟuaim, agus nuair do ċonnaic sé an sceinnfeaḋ a ġaḃ gaċ éinne, do ċrom sé ar ṁéaraiḋeaċt a ḋéanaṁ ar an ḃfeadóig i riocht gur éiriġ leis goltraiḋe a ḃaint as an ngléas a ċuir duiḃṫean ar an lá ḋúinn.

Nuair do ḋein luċt an turais fé ḋéin na gcurraċ do ċuaḋar féin i leaṫ-taoiḃ ċun na sluasaiḋe d'ḟágaint ins an áṫ ceilpe arís, agus do cuireaḋ rud beag moille orm. Nuair do ḃíos ag breiṫ suas orṫa do ṫugas fé ndeara go raiḃ an ḟeadóg i ḃfolaċ ag an gceoltóir i muinċille le n-a ċóta. Do ṫuigeas an scéal láiṫreaċ, agus ḃí fios agam cad ba ḃun leis an gcaointeaċán. Ṫáinig mé taoḃ ṫiar de i gan fios ḋó, agus do sciobas uaiḋ an ḟeadóg. Do ṁíniġeas an scéal don ċuideaċtain agus mara ḃfuair an cleasaiḋe cleaṫaráil uainn-ne ní lá fós é!

Ḃí sé d'intinn ag an gcleasaiḋe gan an rún a scéiṫ go ceann cúpla lá; agus do ċeap sé go mbéaḋ árdspórt aige ag éisteaċt linn-ne ag cur síos ar an rud iongantaċ neaṁ-ṡaoġalta do ṫuit amaċ ar Oileán Caoraċ; aċt do ċuireas-sa an rún ar neaṁniḋ air.

D'éiriġ grian an tsuaircis arís agus do ċuaḋamar abaile go meiḋreaċ, meanmnaċ, agus áḋḃar cainnte againn ná scarfaiḋ le n-ár gcuiṁne go dtí go raġaimíd san úir. Slán iomlán arís leis an aimsir do ċaiṫeas i laeṫeantaiḃ m'óige ar imeall-ḃórdaiḃ Ċuanta na Mara Báine! agus slán beó leis na daoiniḃ a ḃí láiṫreaċ an lá úd ag "Aḋlacaḋ an Ċloiginn!"

## TURAS AN DOṀAIN.

## EAĊTRAÍ GREANNṀARA.

### I.

"Ní'l aon dul as agam is dóċa," ars an scéalaiḋe, "agus tá sé ċoṁ maiṫ agam na sreaḃraoidí seo do ċaiṫeaṁ ċuġat."

Nuair do ḃíos im' ḟear óg aereaċ "i nUí Ḃriocáin an aráin agus an ḟíona"—an aráin agus an ḟíona! Ḋe airiú, ní ċeannóċaḋ leaṫ-ċoróin an méid ḟíona ann indiu is do ḃainfeaḋ an tart de ċuileóig! Aċt pé'r doṁan é, nuair do ḃíos im' ḟear óg aereaċ annsúd agus gan rud ar biṫ fé'n spéir ag goilleaṁaint ar mo ċroiḋe nó ar m'aigne d'éirġeas tuirseaċ dem' ḟaoġal ó ḃeiṫ ag plé le cruaḋtan an tsuaiṁnis, agus do ṫógas im' ċeann é go ndéanfainn turas an doṁain ċun na tuirse do ḃaint díom.



"Ṫugas an cloigeann suas liom ar an bport."  l. 76.

leis an intinn sin do ṗreabas im' ṡuiḋe go doiċ aon ṁaidin aṁáin i mí na Bealtaine. Do sciobas liom ciste arán do ḃí ar an gcleiṫ-ḃiḋ, i gan ḟios dom' ṁáṫair, i gcaoi go mbéaḋ lón agam i gcóir an ḃóṫair, do ṫógas bata droiġin im' láiṁ agus ṫugas aġaiḋ ar an ḃfásaċ.

Ḃíos geall le cúpla céad slat ó'n ṫeiġ nuair do ċonnaic mo ṁáṫair ag imṫeaċt mé, agus an ciste féin ascaill agam. Do leig sí liúġ aisti. Do stadas go hobann mar do ġreamuiġ an liúġ sin leis an dtalaṁ mé.

“Cá'uil tú 'dul leis an gciste, nó caidé an gnó atá agat de?” ar sise.

“Ḃíos ag cuiṁneaṁ ar turas an domain a ḋéanaṁ,” arsa mise, “agus ní muar dam greim le n-iṫe do ḃeiṫ agam ar an mbóṫar.”

Do leig mo ṁáṫair scairt tarcuisneaċ aisti.

“Cloisir airiú! Turas an domain! Ṁaise mo ṡaoġal dearg ort, a ḃalcais! Tar ar n-ais annso, agus fág an ciste id' ḋiaiḋ,” ar sise.

“An aṁlaiḋ a ṁeasḟá mé scaoileaḋ uait gan greim bíḋ i gcóir an turais,” arsa mise.

“Ṁaise go laḃraiḋ sé leat, a leibide, ar sise. “Gaḃ i leiṫ annso leis an gciste” adeirim leat.

“Dein ciste eile ḋuit féin,” arsa mise, agus do ġreadas liom síos an bóiṫrín.

Do leig mo ṁáṫair liúġ eile aisti.

“Gaḃ i leiṫ annso leis an gciste sin nó cuirfiḋ mé caṫuġaḋ ort nuair a ṫiocfaiḋ

tú aḃaile," ar sise. "Fágaim i láṫair an tsaoġail é go bfuil mo ċroiḋe céasta agat mar níl splannc id' ċeann."

"Táim fé rún an turas so a ḋéanaṁ agus ḋéanfaiḋ mé é," arsa mise, "go dtugaiḋ Dia lá maiṫ ḋuit."

"Ṁaise nára ċasaiḋ tú, a ġligín, agus cnoc árd ċuġat lá gaoiṫe," ar sise nuair do ḃraiṫ sí nár ḃ'aon ṁaiṫ ḋí beiṫ liom. Níor ġoill an eascaine orm, mar do ḃí fios agam náċ ó'n a ċroiḋe do ṫáinig sí.

## II.

Cé ṫeangṁóċaḋ liom ag béalóig an ḃóiṫrín, agus é ag aṁrán ḋó féin, aċt an Máirnéalaċ Ruaḋ—fear a ṡiuḃal an doṁan muar.

"Caiḋé an fuadar é seo atá fút?" arsa an Máirnéalaċ Ruaḋ, ag breiṫ ar an gcíste agus smut muar de a ḃriseaḋ ḋó féin gan spleáḋċas dam; aċt níor leigeas aon níḋ orm, mar fear millteaċ buḋ eaḋ an Máirnéalaċ Ruaḋ.

"Ḃíos ag cuiṁneaṁ ar turas an doṁain a ḋéanaṁ," arsa mise.

Do ḃain an Máirnéalaċ Ruaḋ ailp as an smut aráin do ḃí 'n-a láiṁ aige aċt ní ḋúḃairt sé dada ar feaḋ tamaill.

"Turas an doṁain an eaḋ?" ar seisean nuair do ṡloig sé an ġreim do ḃí n-a ḃéal aige.

"'Seaḋ," arsa mise, "agus do ḃeinn ana-ḃaoḋaċ duit dá dtaḃarfá eolas na sliġe ḋam."

"Níl le déanaṁ agat," ars an Máirnéalaċ Ruaḋ, "aċt an ġrian a leanaṁaint; a' dtuigeann tú?"

"Tuigim, go ra' maiṫ agat," arsa mise.

"Congḃuiġ súil ar an ngréin agus ní baoġal duit," ars an Máirnéalaċ Ruaḋ, ag casaḋ ar a ṡáil agus ag imṫeaċt leis.

## III.

Do ċeapas go mb' ḟearra dam coṁgar do ġearraḋ dam féin, agus do ḃriseas isteaċ tríd an talaṁ; aċt níor ḃfada go dtí go raiḃ duaḋ an turais á ḟaġáil agam—droċ raṫ air mar ṫuras! Ḃíos ṫíos seal agus ṫuas seal—ṫíos i ngleann dorċa, nó ṫuas ar ḃárr sléiḃe i n-aċrann leis na bogaiġ agus leis na tortógaiḃ.

Ċuaḋas go dtí na cromáin i scraṫṁuing agus d'ḟágas bróg im' ḋiaiḋ innti. Ṫugas fé aḃainn a léimt, aċt níor ḃaineas amaċ an taoḃ ṫall, agus do ṫuiteas de ṗlap isteaċ i bpoll duḃ doiṁin, agus b'iongantaċ nár báṫaḋ mé. Pé'r doṁan é, ṫáinig mé as an nguais sin cé go raiḃ mé fliuċ báiḋte; aċt d'imṫiġ an císte agus an bata leis an dtuile orm. Do ṫiormuiġeas mo ċuid éadaiġ fé'n ngréin ar ċarraig leaṫan; agus an ḟaid do ḃí an t-éadaċ á ṫiormuġaḋ do ḃaineas an ciaċ dem' ċroiḋe ag gaḃáil "Seán Ó Duiḃir a' Ġleanna" ḋam féin fé tor.

Nuair do ḃí an t-éadaċ tiormuiġṫe agam,

siúd ċun siuḃail arís mé, agus ḃíos ag brúġaḋ romam go spleódraċ, cé go raiḃ mé ar leaṫ-ḃróig. D'éiriġ liom go breáġ go dtí go ḃfuaras mé féin ar ḃruaċ loċa ṁuair. Ḃí sé de ṁí-áḋ orm ná raiḃ báḋ ná coite annsúd a ṫaḃarfaḋ go dtí an taoḃ ṫall mé; aċt do ḃí sé amuiġ orm go ḃféad-fainn tosaċ do ḃaint de rón i ndreas snáṁ-uiġeaċta dá dtéiġeaḋ sé i gcomórtas liom, agus do ḃaineas díom. Do ṡnáṁas an loċ aċt nuair do fuaras talaṁ ar an dtaoḃ ṫall ní raiḃ faic agam le cur orm. Ċuaḋas i gcoṁairle liom féin ag féaċaint cad do b'ḟearra ḋam a ḋéanaṁ, agus b'é toraḋ na coṁairle sin gur ṡnáṁas ar ais fé ḋéin mo ċuid éadaiġ; agus toisc nár ṁaiṫ liom mo ċeirteaċa do ḟliuċaḋ an tarna huair do ṡiuḃlas timċeall an loċa—ní raiḃ aon rud eile le déanaṁ ár ndóiġ! 'Madán a deirir! 'Seaḋ aċt beir ḃóg ort féin go fóil.

## IV.

Níor ḃfada 'n-a ḋiaiḋ sin go raiḃ mé i gcruaḋ-ċás arís. Ṫáinig mé go dtí aill ṁuar agus ḃí sí cóṁ-hárd sin go raiḃ a bárr dá ċeangailt féin leis an spéir. Ḃí sé orm ceaċtar de ḋá niḋ a ḋéanaṁ: dul ag streapadóireaċt i gcoinne na haille nó cuairt deiċ míle do ċur orm féin—agus do ḃéaḋ an turas fada go leor gan an deiċ míle úd do ċur leis. Ṫugas fé'n aill mar do ḋéanfaḋ fear. Ḃíos leaṫ sliġe suas



"Croċ árd ċuġat lá gaoiṫe," arsa mo ṁáṫair! l. 85.

agus dréimire á ḋéanaṁ agam de ġad eiḋneáin; aċt mar ḃarr ar gaċ tubaiste eile do ḃain dam, do ḃris an gad agus síos liom leis an aill. Is beag nár scannruiġeaḋ an t-anam asam nuair d'airiġeas an gad ag bogaḋ liom. "Dia lem' anam," arsa mise, "táim scuabta an uair seo go háirite."

Céad troiġ taoḃ tíos díom ḃí crann tiuġ craobaċ. Ṫuiteas ar ṁullaċ an ċrainn; aċt leis an luascaḋ do ḃain mo ċorp as na géagaiḃ d'éiriġeas ar nós liaṫróide agus do caiṫeaḋ síos arís mé. Ṫíos ag bun na haille do ḃí seana-ċrann daraiġe do buaileaḋ le splannc tóirniġe uair eicínt roiṁe sin, agus dá mba rud é go dtuitfinn air ḃí deireaḋ lem' ré. B'é deonuġaḋ Dé é nár ḃuaileas an crann feóċta; aċt do ġreamuiġ beann dem' ċóta ar ḃior géige agus fágaḋ annsúd mé ar croċaḋ go díreaċ glan mar ċaora a croċfaiḋe ċun a feannta. B'iongantaċ nár brúġaḋ an t-anam asam mar ḃí na cnapaí dúnta ar an gcóta bréide do ḃí orm, agus i ḃfoċair sin do ḃí crios ar mo ċaol agam.

"Croċ árd ċugat lá gaoiṫe," arsa mo ṁáṫair! 'Seaḋ! do ṫuit a mallaċt orm an uair seo i ndá ríriḃ; aċt cúis gáire ó Ḋia ċugainn! do ċromas ar ġáiriḋe, agus do ṫaḃarfainn aon rud fé'n spéir dá ḃféadfainn radarc a ḟaġáil ar an gcnobalaċ boċt do ḃí ar croċaḋ annsúd ar an ngéig feóċta.

Tar éis ana-ċuid foirseála fuaras mo scian i bpóca liom, agus deaṁan pioc a

deineas aċt an beann do ḃí greamuiġṫe ins an ngéig do ġearraḋ de'n ċóta. Do tuiteas ar mo ḋrom ar ṗlásóig ḃuig ag bun an ċrainn, agus níor ḃain dada ḋam. Nuair do ċonnacas beann an ċóta ag craṫaḋ leis an ngaoiṫ i n-áirde ar an ngéig, b'iongantaċ an t-áḋḃar greiḋne ḋam é; aċt nuair do ċonnacas mo hata agus feirc ġreannṁar air i n-áirde ar ġéig de'n ċrann ar ar tuiteas an ċéad uair, do leigeas scairt asam agus ḃíos ag gáiriḋe go dtí gur ṫáinig pianta im' easnaċaiḃ. "'Seaḋ," arsa mise, "is maiṫ an ċuideaċta ḋúinn ár ndíċéille uaireanta."

D'aimsiġeas an hata le cloiċ agus do leagas é, mar ba leor a ḃeiṫ ar leaṫ-ḃróig agus mo ċóta a ḃeiṫ ar leiṫ-ḃeann agam, gan a ḃeiṫ ag imṫeaċt ceann-noċtuiġṫe go dtí deireaḋ an doṁain. Ṫugas fé'n aill arís agus d'éiriġ liom an uair seo faoil-árd na haille do ḃaint amaċ; aċt ḃíos caiṫṫe cárnuiġṫe tar éis na strapadóireaċta agus do ṡíneas tarm ar mo ṫár i n-áirde ar ṫuláinín fraoiġ ċun sosta do ġlacaḋ.

## V.

Ḃí an talaṁ go claon-árd leargaċ ar an taoḃ eile de'n aill, agus pé searraḋ do ḃaineas asam féin, nó pé únfairt do ḃí ar siuḃal agam, do ḃogas ar an tulán ar a raiḃ mé sínte agus do ċuaḋas ag umlasc síos le fánaiḃ an ċnuic.

Ḋé airiú, a ṁic ó! do ċeapas i dtosaċ

ná raiḃ aon spórt sa doṁan níos breaġṫa ná a ḃeiṫ ag imṫeaċt mar siúd im ṗillín ġuailne síos le fánaiḃ, ar an ḃfraoċ bog-ċúmpra, agus ḃíos ag liúġraiġ le meiḋir; aċt níor ḃfada go raiḃ aṫruġaḋ scéil agam.

Nuair do ḃailiġeas roinnt fuinniṁ leis an ngluaiseaċt ní ḟéadfainn stad do ċur liom féin. D'imṫiġeas liom síos le luas urċair im' aiṁḋeoin, tamall ag casaḋ ar nós cloiċe-reaṫa, tamall ag tionntóġaḋ bun ós cionn, agus tamall eile ag sliodarnaiġ ceann ar aġaiḋ leis an isleán. Deaṁan a leiṫéid de ḃascaḋ a fuair éinne riaṁ, agus b'iongantaċ an rud é nár deineaḋ smidiríní dem' ċnámaiḃ; aċt do ḃíos brúiḋte leadarṫa nuair do stadas im ṗleist ar mo ḃéal fúm ag bun an ċnuic.

Ní raiḃ sé ionnam corruiġe agus d'ḟanas annsúd ar feaḋ tamaill ṁaiṫ ag féaċaint ar ḟágas aon ḃall díom im ḋiaiḋ. Ṫáinig sé i n-eolas dam i nḋiaiḋ a ċéile go raiḃ mo ċeann ar mo ġuailniḃ fós agus go raiḃ gaċ géag liom san áit ba ċeart dí a ḃeiṫ; aċt ḃí raḋarc súile i n-easnaṁ orm. Ḃí an tsúil ċlé dúnta agam agus í atuiġṫe go mór.

Fé ḋeireaḋ ṫiar ṫall do ċroiṫeas mé féin le ċéile agus d'eiriġeas im suiḋe. B'é an ċéad rud do ṫugas fé nḋeara: go raiḃ cos stróiċte dem' ḃríste ó'n ġlúin síos, agus gur b'í lorga coise na leaṫ-ḃróige do fágaḋ noċtuiġṫe. Dá mbuḋ é an ċuid de'n ḃríste do ḃí ar lorgain coise an lóipín ba ċuma liom, mar ní ḃéaḋ áḋḃar magaiḋ ċoṁ mór sin ann is do ḃí. An méid do fágaḋ dem'

ċuid éadaiġ ḃí sé i stiallaiḃ; aċt ar ndóiġ ḃíonn an scéal go dona i gcóṁnuiḋe aca súd a ḃíonn ag stracaḋ leis an saoġal; agus níor taire ḋoṁ-sa é. Ar a ṡon sin féin ḃí searḃas agam orm féin; aċt níorḃ aon ċaḃair dam a ḃeiṫ ag cannrán.

## VI.

Ḃíos anois ar leaṫ-ṡúil agus ar leaṫ-ḃróig. Ḃí mo ċóta ar leiṫ-ḃeann agus mo ḃríste ar leaṫ-ċois agus ḃí mo hata imṫiġṫe, mar d'ḟágas im ḋiaiḋ é ar an gcnoc. Mo hata breáġ agus an ḟeirc ḋeas a ḃí air! Agus an trúnán a ḃíoḋ ag buaċaillíḃ óga an ḃaile leis lá aonaiġ nó margaiḋ! Agus an t-iongantas a ḋeintí ḋe! Agus a áilne is a ṫaiṫniġeaḋ sé leis na cailíníḃ nuair do ċífidís orm é!

Níor ṁaiṫ liom ar éin-niḋ an hata do ċailleaṁaint agus do ċuadas ar a lorg; aċt nuair do ṫugas fé'n gcnoc cad do ċífinn taoḃ ṫuas díom aċt pocán gaḃair a ḃí ċoṁ mór le hasal, agus ní ḟaca mé riaṁ i súiliḃ duine nó beiṫiḋiġ aon ḟéaċaint ba ṁillṫiġe ná an ḟéaċaint do ḃí i súiliḃ an ṗocáin úd. Ḃa léir dam go raiḃ droċḟuadar faoi agus do stadas. Ṫug sé boic-léim fém' ḋéin. "'Seaḋ," arsa mise, "is fearr rit maiṫ ná droiċ-ṡeasaṁ."

D'iompuiġeas agus do sceinneas lem' anam agus mo ċroiḋe im ḃéal agam, agus do ċuireas an talaṁ díom ċoṁ mear riaṁ is do ḃí sé im' ċosaiḃ. Deir mise leat-sa

nár ḋeineas dá leat dem' ḋíċeall, mo ċosa do ḃreiṫ ó'n bpocán; aċt pé olc a ḃí aige ċuġam do ċuir sé luas n-a ċosaiḃ agus ḃí sé ag breiṫ suas orm. Ḃí céad slat, nó mar sin, curṫa ḋíom agam de sciúird reaṫa nuair do rug sé orm.

D'iompuiġeas i leat-ṫaoiḃ go hobann uaiḋ, ar nós girrfiaiḋ, aċt ba ḃeag an ċabair ḋam é. Ṫug sé foġa nimhneaċ fúm agus do ċuaiḋ aḋarc leis i n-aċrann im' ḃríste, i gcaoi gur ḟan an aḋarc greamuiġṫe san éadaċ, agus níor ḃ'ḟéidir leis an bpocán í do ḃogaḋ.

Ḋe airiú a ḋuine ná ḃí ag cainnt! Ní ḟacṫas riaṁ a leiṫéid de réabaḋ agus de stollaḋ agus de stracaḋ is do ḃí ar siuḃal ar feaḋ cúig nóiminte, mise ar mo láin-ḋíċeall a d'iarraiḋ an bríste agus an méid ḋíom do ḃí istiġ im' ḃríste do ḃogaḋ de'n aḋairc agus an pocán ar a ḋeirg-ḋíċeall a d'iarraiḋ na haḋairce do ċur níos doiṁne ionnam. Dá mbéaḋ duine eile im' ċás-sa, agus mise ag féaċaint air, táim suiḋṫe ḋe go mbainfinn sult agus greann as an gcarb; aċt níorḃ aon t-sult dom-sa a ḃeiṫ greamuiġṫe le haḋairc an ṗocáin agus an deaḃaḋ do ḃí orm. Do ḋeineas déin-iarraċt eile ċun "an dlúiṫ-ċeangail caradais" do ḃí eadrainn do ḃriseaḋ. Do léimeas as mo ċorp agus do ḃogas de'n aḋairc. Siúd ċun siuḃail arís mé ar nós na gaoiṫe agus mo ċroiḋe ag tuairgint im' ċluasaiḃ; aċt tar éis tamaill do ḃraiṫeas ná raiḃ an pocán im' leanaṁaint.

# VII.

Do ṫugas súil-ḟéaċaint tar mo ġualainn aċt ní raiḃ sé im' ḋiaiḋ. Do stadas agus d'ḟéaċas siar i dtreó an ṗocáin. Ḃí sé timċeall le céad slat uaim agus é ag poc-léimriġ ar fuaid na faiṫċe. Ní ḟéadfainn a ṫuiscint caidé an ċiall ar ċuir sé de'n tóraiḋeaċt, nó cad ba ḃun leis an rinnce, agus leis an bpramsáil, agus na geáitsí do ḃí ar siuḃal aige.

Ḃíos ag féaċaint ar an bpocán le hion-gantas nuair do stad sé de'n rinnce agus ṫug sé iarraċt ar seasaṁ ar a ċeann, mar do ċeapas. Annsin d'éiriġ sé ar a ċosaiḃ deiriġ agus n-a ḋiaiḋ sin do luiġ sé ar an ḃféar. Do ṗreab sé ar a ċosaiḃ arís agus do ċrom sé ar a ċeann do ċraṫaḋ go mill-teaċ. Ṫugas fé ndeara annsin go raiḃ stiall éadaiġ greamuiġṫe ar a aḋarcaiḃ agus é ar croċaḋ anuas ar a ṡúiliḃ i rioċt púicín.

Dá sáṫfaiḋe scian im' ċroiḋe ní ṫaḃar-faḋ sé deor fola nuair do ṫuigeas cad do ḃain dom ḃríste. Cionnus a' ḃféadfaḋ duine turus an doṁain a ḋéanaṁ agus an taoḃ ṫiar ṫeas dá ḃríste a ḃeiṫ i n-easnaṁ air? Do ḃéaḋ scimpéirí agus madraí na dúiṫċe agus an baile ṁuair n-a ḋiaiḋ!

Siar lem' láiṁ láiṫreaċ ag féaċaint an raiḃ an iomarca ḋíoġḃála déanta; aċt ní raiḃ pioc; agus b'í seanċríonnaċt mo ṁáṫar a ṫug dam an méid sin do ḃeiṫ le ráḋ agam. An lá roiṁe sin do ḋeisiġ sí mo ḃríste dam

le cuid de ṁianaċ an ḃríste féin, agus nuair do ḃí sé deisiġte aici do ḃuail sí stiall canafáis anuas ar an "suiḋeaċán" mar ċlúdaċ i gcaoi ná stróicfinn go bog é ar na carraigeaċaiḃ cois tráġa; aċt níor ċuir sí aċt greamanna boga ann, agus b'é an preabán úd do ḃí mar ṗúicín ar ṡúiliḃ an ṗocáin. Maiṫ mar do ṫárla. Ṫugas sé'n gcnoc arís, agus fuaras an hata. Annsin do ġreadas liom i dtreo na gréine agus níor ḃfada gur ḃaineas amaċ an bóṫar muar.

## VIII.

Ḃíos ag brúġaḋ romham agus níor ḃfada gur casaḋ buaċaill óg orm.

"Móire duit, a ġarsúin," arsa mise.

"Móire 's Muire duit, a duin' uasail," ar seisean, "aċt ní garsún in-ao'-ċor mé aċt fear nuaḋ-ṗósta."

"Ar m'anam aċt is aoiḃinn duit," arsa mise, "féaċ orm-sa."

"Ní haoiḃinn dam go deiṁin," ar seisean, "mar fuaras baḋḃ de ṁnaoi agus ní stadann sí ó ṁaidin go faoiṫean aċt ag gaḃáil de teangain orm."

"Is olc an scéal é sin," arsa mise, "agus is truaġ liom do ċás."

"Agus is truaġ liom-sa do ċás-sa," ar seisean; agus do scrúduiġ sé gaċ órlaċ díom ó ḃonn go baṫas. "Aċt d'ḟéadfaḋ an scéal a ḃeiṫ a ḃfad níos measa agam-sa:

fuaras fiċe acra talṁan mar spré lem' ṁnaoi."

"Fiċe acra talṁan! De airiú tá tú gan uireasbaiḋ an tsaoġail ort mar sin," arsa mise.

"Nílim go deiṁin," ar seisean, "mar níor ṫug an talaṁ úḋ aon ruḋ riaṁ aċt fraoċ agus aiteann."

"Is olc an scéal é sin," arsa mise.

"Níl sé ċoṁ dona sin i n-ao'-ċor," ar seisean, "mar do ċoṫuiġ an talaṁ fiċe caora ḋam."

"Is iongantaċ mar atá an t-áḋ agus an mí-áḋ ag troiḋ na honóra le n-a ċéile id' ċás-sa," arsa mise.

"Aċt bíonn an láṁ-ín-uaċtar ag an mí-áḋ i gcoṁnuiḋe," ar seisean.

"Go dtí seo do ḃí a leaṫ ar gaċ taoḃ ar nós Aonaiġ an Ġleanna," arsa mise.

"Aċt fuair na caoiriġ bás orm leis an liaṫaḋ," ar seisean.

"Ó, ḃó, bó! Náċ ort a ḃí an botún! Do ḋein an mí-áḋ scrios ceart ort an uair sin," arsa mise.

"Níor ḋein, ṁaise, mar fuaras deiċ bpúnt ar na lomraiḃ agus ar na croicniḃ," ar seisean.

"Tá buaiḋte ar an mbotún arís," arsa mise.

"Ḃí," ar seisean, "aċt do ċailleas an t-airgead."

"Ní ḃeiḋ lá de'n raṫ go bráṫ ort, a ġiolla an ṁí-áḋ' ḃoiċt," arsa mise.

"Aċt fuaras an t-airgead arís," ar seisean.

"Seaḋ agus fuairis rud eicínt eile leis," arsa mise.

"Cér'd é sin?" ar seisean.

"'Maḋán ċun greinne a ḋéanaṁ air," arsa mise.

"Agus an rud gur ṁaiṫ leat féin a ḋéanaṁ ort féin, ní maiṫ leat go nḋéanfaḋ duine eile ort é," ar seisean, agus do leig sé scairt gáire as; aċt níor leigeas orm gur ṫuigeas é.

"Ar ḃain éin-eaċtra eile ḋuit?" arsa mise.

"Do casaḋ cearrḃaċ orm," ar seisean, "agus do ċuaḋamar i n-aċrann in a ċéile leis na cártaiḃ agus ——."

"Agus do ḃreiṫ sé," arsa mise, ag briseaḋ isteaċ air.

"Gaċ pinginn do ḃí agam," ar seisean, "aċt aon leaṫ-ċoróin aṁáin."

"Ṁaise conáċ san ort," arsa mise.

"Beir bog ort féin go fóil anois," ar seisean, "do ċuireas an leaṫ-ċoróin úd ar ċluiċe agus ar áḋṁaraiġe an doṁain é do ḃuaiḋeas."

"Ṫíos seal agus ṫuas seal," arsa mise.

"Go díreaċ," ar seisean, "aċt nuair stadamar tar éis a ḃeiṫ ag imirt ar feaḋ ḋá lá agus ḋá oiḋċe ḃí mo ċuid féin agam arís agus cúig púint i ḃfoċair sin."

"Graḋain mo ċroiḋe tú! Aċt ar ċong-ḃuiġ tú greim ar an airgead?" arsa mise.

"Do ċongḃuiġeas," ar seisean, "aċt do goideaḋ uaim é nuair do ṫuiteas im' ċodlaḋ, agus táim ar ṫóir an ġadaiḋe anois."

"Ní mise do ġoid an t-airgead uait," arsa mise.

"Tá fios agam sin, a Laoiġ," ar seisean, agus ḃí fios agam go raiḃ sé ag gáiriḋe fúm n-a ḃolg, mar do ḃí mion-ġáire le feicsint n-a ṡúiliḃ. "Aċt ar ṁiste ḋam a ḟiafruiġe ḋíot cá'uil tú ag dul?"

"Ḃíos ag cuiṁneaṁ ar turas an domain a ḋéanaṁ," arsa mise.

"Ní feadar a nglacfá coṁairle," ar seisean.

"B'ḟéidir go nglacfainn dá mba í coṁairle mo leasa í," arsa mise.

"Seaḋ, imtiġ leat aḃaile mar sin," ar seisean, "agus fan i ḃfoċair do ṁáṫairín go dtí go ḃfaġaiḋ tú na cúilfiacail."

. . . . . . . .

Do stad an scéalaiḋe agus do ḋearg sé a ṗíopa. Do ċromas féin ar an méid de'n scéal a ḃí scríoḃta agam do léiġeaṁ.

"Ḃfuil sé go léir annsúd agat anois?" ar seisean, i gceann tamaill.

"Tá," arsa mise, "aċt cionnus ar éiriġ leat tar éis na coṁairle úd a ḟaġáil?"

"Deaṁan a ḃfuil dá fios agam," ar seisean, "b'ḟéidir go ḃféadfá féin críoċ do ċur ar an scéal."

# Foclóiríní.

## An Fíġeadóir.

**Aḃras,** snáṫ olna le haġaiḋ fíġte, nó roinnt olna le haġaiḋ sníoṁṫa.
**aċar,** turas, roinnt aimsire, roinnt slíġeaḋ.
**anaċain,** priacail, mí-áḋ, donas, "dainnséar."
**anróġaċ,** mío-áḋṁaraċ, gan raṫ, botúnaċ.
**aor,** dán cáinteaċ a deintear ar ḋuine ċun é do ċuir fé náire.

**Bollóigín,** bríce aráin, círte coṁċruinn.
**boṫóigín,** boṫáinín, tigín suaraċ.
**brabaċ,** cuid san mbreis.

**Cárnuiġṫe,** an-ṫuirseaċ, straċuiġṫe ar a ċéile le saoṫar.
**contaḃairt,** baoġal, priacail, "dainnséar."

**Dealḃaḋ,** ag síneaḋ an t-snáiṫ ar ġléas a tugtar an crann dealḃa air sul a cuirtear san t-seol é.
**dealḃas,** boċtanas, gáḃatar.
**deirḃ-ḃeart,** beart nó gníoṁ a deintear gan ċaḃair ó aoinne.
**deóraiḋe,** duine atá ar seaċrán taoḃ amuiġ dá ḋúṫaiġ féin.

**éileaṁ,** "ag éileaṁ," ag iarraiḋ.

**Feiteán,** spól, gléas beag aḋmaid a ḃeireann an snáṫ trasna ó ṫaoḃ go taoḃ ins an ḃfíġeadóireaċt.
**feóḋan,** féideán gaoiṫe.
**fóiriṫin,** caḃair, saoraḋ, fuasclaḋ.

**Giobóigín,** blúire, nó smut, nó greim an-ḃeag.
**giollaí na seaċránaċta,** daoine ná bíonn sásta gan a ḃeiṫ ag imṫeaċt ó áit go háit.
**glaḋraċ,** teine ṁór soillseaċ.
**glasraiḋe,** planndaí glasa, mar cabáiste, copóga, agus feoċadáin.
**goraḋ,** "goraḋ oibre," an-ċuid oibre, an méid oibre go mba ḋeacair teaċt súiṫi.
**gradam,** meas, onóir, cion.

**Lúb-ar-lár,** loċt, breall, easnaṁ, dearmad.

**Maireaċtáil,** maireaċtain, "cóir ṁaiṫ maireaċtála," slíġe ḃeaṫa compórdaċ.
**meigeallaċ,** an glaoḋaċ a ḋeineann gaḃar.
**mianaċ,** áḋḃar, substainnt.
**míorḃail,** rud iongantaċ, rud ná fuil sé i gcumas duine do ḋéanaṁ.

**Órtaiḋeaċt,** lóirtín, cóir biḋ agus leabtan.

**Rioċt,** cuma, crot, déanaṁ.
**Ruḋ a b'iongantaiġe fós,** rud do ċuir breis iongantais air.

**Sail,** bíoma adṁaid, ṁaide.
**Saṁail,** i n-obair na gceárd tugtar saṁail ar an gcéad rud a deintear mar ṡampla; déanaṁ maiseaṁail, órnáideaċ.
**Scailp,** poll fé ċarraig.
**Scéiṫ,** "scéiṫim," leigim amaċ, noċtuiġim.
**Searḃas,** "ḃí searḃas agam air," ḃíos bréan de, ḃí gráin agam air.
**Soilḃir,** suairc, áṫasaċ, sásta.

**Tairgsint,** margaḋ nó luaċ a cuirtear ós coṁair duine ag féaċaint a' nglacfaḋ sé leis.
**Teiċeaḋ,** "ag teiċeaḋ," ag riṫ ó ḃaoġal, ag dul fé ċeilt fad ó ḃaile.
**Tionnlacain,** "ḃí Dia dá dtionnlacain," ḃí Dia n-a ḃfoċair ċun na sliġeaḋ do ṫeasbáint dóiḃ.
**Tnáitte,** buailte amaċ le saoṫar, an-tuirseaċ.
**Tóir,** "ar eagla go mbéaḋ aon tóir orta," ar eagla go mbéaḋ daoine ag teaċt n-a ndiaiḋ ċun a ḃreiṫ orta.
**Tréigfinn,** d' ḟágfainn im' ḋiaiḋ, taḃarfainn suas.
**Tuaṫáluiḋe,** duine naċ féidir leis aon rud a ḋéanam i gceart.
**Tuataċ,** gamaċ gan aon taḃairt-suas a ḃíonn in a ċoṁnuiḋe fé'n dtuaiṫ.

**Uireasḃaiḋ,** ganntanas, gann-ċúis; "gan u. an t-saoġail orta." Ní raiḃ aon rud san saoġal i n-easnaṁ orta.
**Urraim,** onóir, árd-ṁeas.

## Díoġaltas Doṁnaill Ḃacaiġ.

**Aḃaċ,** duine beag mí-ċumṫa.
**Aċṁusán,** marla, droċ-aoide, tarcuisne.
**Aicilliḋe,** deas-láṁaċ, cliste i ngníoṁ, tapaiḋ.
**Aiḋḃeirseóir,** (áirseoir) an diaḃal.
**Aiṁḋeoin,** "im' aiṁḋeoin," i gcoinne mo ḋiċill agus mo ṫola.
**Aindeiseoir,** duine boċt, mí-áḋṁarac.
**Airdeall,** "ar a airdeall," ag faire, ag taḃairt aire ḋó féin.
**Aisteas,** "turas i n-aisteas" turas gan tairbe.

**Baoiṫ-ċreideaṁ,** bríġ díċéilliḋe a baintear as rudaí neaṁ-ġnáṫaċa.
**Barántas,** scríḃinn dlíġṫeaċ a ṫugann cuṁaċt do'n té a ḃfuil sé aige duine nó aon rud eile do ġaḃáil.
**Bata na croiċe,** an crann ar a croċtaí daoine.
**Béalṁaċ,** an cuid de'n srian a téiġeann i mbéal capaill.
**Béalóg,** bearna cuṁang isteaċ go dtí áit leaṫan réid; béal bóṫair a riṫeann síos go dtí tráiġ.
**Beartuiġṫe,** ceapuiġṫe, socruiġṫe, leagṫa amaċ.

**blaḋm,** fuaim uaṫḃárac; "blaḋm tóirniġe," an pléasc a ṫagann ar tóirniġ.
**boḋrán,** soiṫeaċ a deintear d'ḟúnnsa aḋmaid agus croiceann gaḃair greamuiġṫe leis ar nós druma.
**bráiġe,** duine a deintear príosúnaċ de le hí éirice a ḃaint amaċ ar son a scaoilte.
**bró,** muileann láiṁe.
**broinnseaċán,** duine beag toirteaṁail, bolgaċ, mí-ċúmṫa.
**bruiġean,** troid, aiġneas, eascáirdeas.
**buaċailleaċt,** gnó daoine a ḃíonn i ḃfeiġil eallaiġ agus maoine feirme.
**buaḋċaint,** "má's féidir leat buaḋċaint orm-sa"; má's féidir leat mise do ċur síos; má's féidir leat an láṁ uaċtair d'ḟaġáil orm-sa.
**bráiġe,** duine a tógtar mar ṗríosúnaċ ċun éirice do ḃaint amaċ.

**Caidreaṁ,** aiṫeantas, muinntearas.
**calmaċt,** cróḋaċt, corráiste, meisneaċ.
**carb,** raic, daoine ag ionsairt ar ṁullaċ a, ċéile nó ag strácaḋ a ċéile.
**ceannraċ,** an ċuid sin de'n srian a ṫéiġeann timċeall ar ċeann an ċapaill.
**cinneaṁain,** rud éigin a ṫuiteann amaċ gan é do ċeapaḋ agus nác féidir cosc do ċur leis; i gcinneaṁain = i ndán.
**coṁrac éinḟir,** duine ag troid i n-aġaiḋ duine.
**coṁṫrom na Féinne,** dliġe a ḃí ag Fianna Éireann i gcoinne aon ḃúntáirte do ṫaḃairt do ḋuine seaċas duine eile i gcoṁrac éinḟir.
**cosnaṁ,** an aire a ṫugann duine ḋó féin i dtroid.
**craoḃ ċorcair,** coṁarṫa buaiḋe; brat cogaiḋ a tógtar ó'n naṁaid, cuir i gcás.
**crapaċ,** garḃ, neiṁréiḋ.
**crapuiġ,** "do ċrapuiġ sé," do laguiġ sé agus do deineaḋ cnap gan ḃriġ de.
**creaċaḋ,** ag goid nó ag tógaint eallaiġ le láiṁ láidir.
**crúmpán,** maide mór, casta, faḋarcánaċ.
**cuisleanna,** féiṫeaċa; na píopaí go riṫeann an ḟuil tríoṫa ins an gcolann.
**cúmracán,** duine mío-ċúmṫa; cruiteaċán.

**Dánaiḋeaċt,** meisneaċ, muinġín; droċ-ṁúineaḋ.
**díoġaltas,** olc i naġaiḋ uilc; sáraṁ: "súil ar son súile, fiacal ar son fiacaile"; pionós mar ġeall ar éagcóir.
**doiṁneaċt,** bun; an faid atá ó ḃarr go tóin i n-uisce nó i log; an áit is ísle.
**dornċlann,** "láṁ" claiḋiṁ, an ċuid de'n ċlaiḋeaṁ a tógtar sa ġlaic.
**duḃṡlán,** cuireaḋ ċun coṁraic.

**éaduiġṫe,** gléasta sé airm.
**éaluiġṫe,** "caoi éaluiġṫe," caoi ċun teiċṫe; cead a ċos.
**éirleaċ,** scrios, milleaḋ, díoġḃáil ṁór.

**Faill,** buntáiste; "ar eagla go ḃfuiġeaḋ an fear eile faill air," ar eagla go dtaḃarfaḋ an fear eile foġa fé nuair ná béaḋ sé ar a ċosaint.
**Faoḃarċlear,** cleasa claiḋiṁ; clisteaċt i láiṁsiuġaḋ arm.
**Faoiseaṁ,** bíseaċ, sos, laġduġaḋ.
**Feill-ḃeart,** beart ḟealltaċ, droċ-ġníoṁ, cam-ġnó.
**Fíoċmar,** an-ḟeargaċ, buileaṁail, borb, fiaḋáin.
**Foġa,** ag rit nó ag dul fé ḋéin duine ċun díoġḃála a ḋéanaṁ dó; ruaṫar.
**Fuadaċ,** "do ḃean ġleoite d'ḟuadaċ uait," do ḃean ġleoite do sciobaḋ uait le láiṁ láidir.
**Fonoṁaid,** géar-ṁagaḋ, scige.

**Gaḃaltas,** feirm mór talṁan.
**Gáiḃṫeaċ,** an-"dainnséaraċ," priaclaċ, uaṫḃásaċ.
**Gairm-scoile,** fógra; glaoḋaċ ċun cruinniġṫe.
**Gaisciḋeaċ,** trodaire; fear calma, meisneaṁail, láidir.
**Gangaire,** duine caim-intinne, fealltoir; "gangaire iasaċta," cleasaiḋe a ṫáinig ó ṫír eile.
**Gaorduiġeaċt** = giorraċt.
**Gealt,** duine a ḃíonn as a ṁeaḃair; duine fiaḋáin; taiḃse.
**Géiḃeann,** "i ngéiḃinn," gaḃṫa i bpríosún.
**Gleacaiḋeaċt,** coṁrac aicilliḋe le claiḋṁte.
**Gliaḋaire,** trodaire, laoċ, gaisciḋeaċ: "gliaḋaire gníṁéaċtaċ," tréin-ḟear a ḃféadfaḋ gníoṁa iongantaċa a ḋéanaṁ.
**Glingirneaċt,** an ḟuaim a baintear as slaḃraí cruaḋa nuair craiṫtear iad.
**Guais,** "i nguais agus i ngaḃaḋ," i gcruaḋ-ċás agus i mbaoġal báis.

**Ionnsuiḋe,** "le linn ionnsuiḋe na caṫraċ," an ḟaid do ḃí iarraċt á ḋéanaṁ ċun na caṫraċ do ġaḃáil.

**Lannaire,** fear a ḋeineann troid le lainn nó claiḋeaṁ.
**Leibideaċ,** mall, mío-ṫapaiḋ, tuirseaṁail.

**Mairtíneaċ,** bacaċán; duine go ḃfuil neart a ċos nó a ġéaga caillte aige.
**Marḃántaċt,** pairilis marḃ.
**Marc-ṡluaġ,** buiḋean marcaċ armṫa; complaċt saiġdiúirí capaill.
**Meadóg,** scian beag ġairid; scian páiṫte.
**Meanaiṫe,** gléas beag le n-a cuirtear poill i leaṫair.
**Méirleaċ,** fear a éiriġeann i gcoinne an dliġeaḋ; creaċadóir.

**Paidreóraċt,** ag guiḋe; ag guiḋeaċtain.
**Pléascaċ,** cnagarnaċ; réabaċ.
**Pleisc,** rud trom toirteaṁail mar ċorp marḃ.

**Riasc,** áit réiḋ ar ṫaoḃ sléiḃe go mbíonn fraoċ mín ag fás innti.
**Ruagairt,** díbirt; ag cur ar seilḃ; ag caiṫeaṁ amaċ.
**Ruaille-buaille,** gleo mór; fotraṁ, cárabó.
**Ruaṫar** = foġa.

**Saṁailt,** taiḋḃse, gruagaċ, spiorad.
**scairteaċa,** sceaċa, torṫa.
**scaoilte,** lúṫṁar, leaḃar; "fear groiḋe scaoilte," fear spior-adaṁail lúiṫeaċ.
**sceiṁle,** ruaṫar tapaiḋ. "Tugaiḋ sceiṁle amaċ," imṫiġiḋ amaċ ar luas na gaoiṫe.
**sceinnim,** riṫim go mear.
**sciúrd,** riṫ mear; sceinneaḋ.
**sceonaṁail,** "d'ḟéaċ sí air go sceonaṁail," d'ḟéaċ sí air le heagla agus le scannraḋ fé mar do ḃainfiḋe geit airti.
**scraiṫ-ṁuing,** áit ḃog, ḃogaċ, áit in a mbíonn uisce fé'n scraiṫ.
**screaċailt,** fuaim ġéar, ġarḃ, ṁiotalaċ.
**slogaire,** áit i mbogaċ nó ar ṫráiġ gaiṁiṁe 'n-a súġfaiḋe duine go tóin.
**snáṁġail,** ag imṫeaċt ar an dtalaṁ ar nós péiste. "Ṫáinig sé ag snáṁġail," ṫáinig sé ag láṁacán ar a ḃolg."
**spág,** cos ṁór leaṫan; cos leaṫógaċ.
**spleodraċ,** meiḋreaċ, sultṁar, áṫasaċ.
**spréaċarnaiġ,** ag scéiṫ nó ag cur amaċ soillsé.
**sprioċar,** spor; an bior a ḃíonn ar ċúl a ḃuataise ag marcaċ ċun an ċapaill a ġríosaḋ.
**spruadar,** blúiríní beaga; smidiríní.
**stairiḋeaċt,** seanċas; scéalaiḋeaċt; cur síos.
**stuaire,** cailín álainn, óg.
**suaiḋte,** tré n-a ċéile.

**Teaġlaċ,** líon tiġe; muiriġean.
**teangṁáileadar,** do ċasadar ar a ċéile; do ḃuaileadar fé ċéile.
**teintreaċ,** splannc tóirniġe.
**teóṫán,** dóġaḋ; loscaḋ; loiscreán.
**tóir,** triod; bruiġean; caismirt.
**truaill,** clúdaċ claiḋiṁ.
**tuairín,** faiṫċe; fearann bán.
**tuairt,** fuaim ṫrom, ḃog.

**Uaṁan,** eagla an-ṁór; uaṫbás.
**urlaḃra,** caint.

# NÍOR ĠLAODAIĠ AN COILEAĊ

**Ag cur i gcéill,** ag leigint air.
**aiḃleóg móna,** fód dearg; sméaróid. Fanann síol na teineaḋ ins an ḃfód go ceann a ḃfad.
**anaiṫe,** stoirm, séideaḋ dian gaoiṫe.

**Bata na croiċe,** an bata nó an maide ar a gcroċtaí daoine faḋó.

**Cairréaraiḋe,** fear go mbíonn sé de ċuram air ualaiġe do ṫarraingt le capall agus trucail [carr].

**ċaiṫeadar a ċur fúṫa ⁊rl.**, b'éigin dóiḃ lóistín na hoiḋċe a ḟaġáil i dtiġ ósta, ⁊rl.
**clagarnaċ**, báisteaċ [fearṫain) ṫrom.
**comla**, clúdaċ adṁaid a cuirtear ar ḟuinneoig.
**comluadar**, cuideaċta; daoine a ḃíonn i bḟoċair a ċéile go minic.
**cnagaire**, soiṫeaċ, nó corn beag a ġlacann dá ġloine.
**cuṫaċ**, "raċt cuṫaiġ," fearg ṁór; taom buile.

**Dreaċ**, conntanós; féaċaint; aġaiḋ.
**droċ-ṫuar**, "do ġaḃ duine aca droċ-ṫuar," ṫáinig eagla ar ḋuine aca go dtuitfeaḋ mío-áḋ eicínt air.
**duine dúr doiċeallaċ,"** furaċán de ṫuataċ gan gean, gan gnaoi; cóbaċ gan ṁaise gan ṁúineaḋ.

**Fiaḋantas**, "áiteanna atá imṫiġṫe ċun fiaḋantais," áiteanna go ḃfuil fraoċ agus aiteann ag fás orta arís.
**fiar-ḟúileaċ**, cam-ḟúileaċ.
**fóġṁar**, "nuair do ḃíoḋ an fóġṁar istiġ," nuair do ḃíoḋ an t-arḃar [cruinneaċt, coirce, eorna] bainte agus cruaċta san ioṫlainn.
**fuirreaḋ**, an foṫram a deintear nuair a ḃíonn daoine ag riṫ tré n-a ċéile.

**Ioṫlann**, an clós 'n-a gcruaċtar féar agus arḃar.

**Laig-ḃeartaċ**, "an rud laig-ḃeartaċ do cuireaḋ 'na leiṫ," an rud suaraċ a duḃraḋ gur ḋein sé.

**Miotóg**, clúdaċ láiṁe, láiṁínn gan méaraċa.
**Níor ċuir sé fiacail ann**, ní sé n-a ḟiacla aduḃairt sé é; duḃairt sé é go dána agus ós árd.

**Scéal ṫairis**, sórt leaṫ-scéil; scéal a innistear ċun loċta do ċeilt; gearán a deintear ċun gearáin eile do ċur ar neaṁ-niḋ.

# EAĊTRA NÓTA DEIĊ bPÚNT.

**Aindliġṫeaċ**, i gcoinne an dliġe; "biotáille aindliġṫeaċ," uisce beaṫaḋ nár gearraḋ aon ċáin air.
**An dúṫaiġ go léir**, daoine na háite ar fad.
**An-ṫaḃarṫa**, "an-taḃarṫa do'n iascaireaċt," do ċaiṫidís an-ċuid aimsire ag iascaireaċt.
**Arraċtaí**, ainṁiḋe uaṫḃarać mór.

**Bainisteóir**, stiúrṫóir; fear cinn an ḃainnc.
**balaiṫeóireaċt**, cuarduġaḋ, lorgaireaċt, inḟiúċaḋ.
**broṫallaċ**, an-ṫe, an-ṁeirḃ, teasaiḋe.
**brutog**, an méid aráin a deintear san mbácús i n-éinḟeaċt.

**Cáiréireaċ,** "bíoḋ sé an-ċáiréireaċ dó féin," bíoḋ sé an-ċúramaċ i dtaoḃ a ġlaineaċta féin agus i dtaoḃ snastaċta a ċuid éadaiġ.
**caistreaḃán,** luiḃ ċoitċeann; "fiacail leoṁain"; searḃán na muc.
**caointeaċ,** dobrónaċ, osnaḋaċ, gearánaċ.
**ceal,** "d'imṫiġ sé ar ceal," d'imṫiġ sé as raḋarc; do cailleaḋ é.
**cleaṫ iascaiġ,** cuaille caol fada le n-a ndeintear iascaireaċt san ḃfairrge.
**coṁairliġeaḋ,** tugaḋ coṁairle.
**coṁġar,** aiṫġiorra; sliġe ġearr; bealaċ trasna na talṁan.
**coṁráḋ bó,** an gleo, agus an callóid a deintear nuair a bíonn dream daoine ag cainnt go hárd i n-éinfeaċt (cárabó).
**conablaċ,** corp marḃ; ainṁiḋe mór, toirteaṁail.
**corruiġil,** corruiġe intinne; mearaċt.
**crom-ṡlinneánaċ,** cruiteaċ; "fear crom-ṡlinneánaċ," fear go ḃfuil cruit air.
**cuiseóg,** fiaḋaile ċoitċeann; duilleog sráide.

**Diaċraċ,** dólásaċ, dobrónaċ.
**diaṁair,** dó-tuigṫe; "rud diaṁair," rud a ċuaiḋ ṫar ṫuigsint na ndaoine.
**do cuireaḋ Miċeál fé ġuiḋe an ṗobail,** d'iarraḋ ar an bpobal a ġuiḋe ar son anma Ṁiċíl.
**doiċ** = moċ.
**dóiġtín,** "ní haon dóiġtín é," ní duine é go mba ṁaiṫ an rud duit fearg do ċur air.

**Fanntaisne,** laige, anḃfainne.
**fialtaċ,** duine fiaḋain; duine a ċuirfeaḋ eagla ort.
**fuinneadóir,** fear déanta aráin; "bácaeir."

**Gaḃag,** caol beag doiṁin idir ḋá ċarraig ar ḃruaċ na fairrge.
**geimleaċ,** príosúnaċ.

**Láġaċ,** ciúin, cneasta, macánta, síḃialta.
**leaḃair,** solúbṫa; "slat leaḃair," slat gur féidir í do lúbaḋ gan í do ḃriseaḋ.
**leas-ainm,** ainm a cuirtear ar ḋuine mar ġeall ar aisteaċas éigin nó tréiṫ áiriṫe a ḃeiṫ ann.
**luċt na tuaiṫe,** na daoine a bíonn n-a gcoṁnuiḋe fé'n dtuaiṫ.

**Margaireaċt agus mangaráil,** ag déanaṁ margaiḋ.
**maṫ-ṡluaġ,** sluaġ mór nó coṁṫalán; an-ċuid daoine bailiġṫe le céile.
**mí-ċéadtaċ,** nimneaċ, droċ-ṁúinte, canncraċ.

**Neaṁ-spleáḋaċ,** "go neaṁ-spleáḋaċ," go teann; go muiniġneaċ.

**Peampúití,** bróga gan sála a deintear de ċroiceann gabair. Fástar an fionnaḋ ar an dtaoḃ amuiġ de'n leaṫair.

**Roiṫleán,** "Ḃí a ċeann n-a roiṫleán," ḃí miaḋḃán 'n-a ċeann; ḃí sé tré n-a ċéile.
**Runnaiġ,** macraeil [macraeid].

**Samailt,** spiorad, taibse.
**Scárd,** eagla uaṫḃárać.
**Scéal ṫaisir,** sé an ḃriġ atá leis na focail seo annso ná, "tá do ḋóṫaint cainnte déanta agat."
**Sceinnseaḋ,** geit mór; uaṁan agus uaṫḃás.
**Searcair,** compórdać, teolaiḋe, cluṫṁar.
**Sioċam-seaċam,** cadráil; cainnt agus cogarnać gan ḃriġ.
**Soḃluírt,** biaḋ milis, sóġaṁail; milseán.
**Spídeóireaċt,** braṫ; ag lorg eolais ós íseal i dtaoḃ duine ċun go ḃféadfaiḋe coir do ċur n-a leiṫ.
**Suaiḋte,** tré n-a ċéile; cráiḋte le trioblóid.

**Taisceadán,** áit in a gcuirtear aon niḋ i dtaisce; áit in a gcoimeádtar airgead agus seoda.
**Ṫeangṁuiġeadar,** casadar ar a ċéile; ḃuaileadar fé ċéile
**Tóġaint,** "cuirfinn fé ṫóġaint tú," ġeoḃainn ná piléirí ċun tú do ġaḃáil, nó ċun príosúnaiġ a ḋéanaṁ díot.
**Tonn ḃáiḋte,** tonn millteać, uaṫḃárać, a ḃriseann go hobann ar an dtráiġ i t-aimsir ċiúin. Sé rud is bun leis ná tonn-luascaḋ na fairrge fé stoirm na céadta míle amać ó'n dtír.
**Trúṫnán [tnúṫán],** "ag trúṫnán leis an mbéile," ag cur dúile ins an mbéile; ag mianuġaḋ an ḃéile.

## "NUAIR A ṪIOCFAIḊ DÁ ĊEANN AR AN NÓINÍN."

**Aiṫ-ḃeoḋċain,** ag teaċt ċun beaṫaḋ arís.
**Aiṫṁéala,** brón, caṫuġaḋ, "tá aiṫṁéala orm," ta brón orm; is oċ liom.
**Anuraiḋ,** an ḃliaḋain seo ġaḃ ṫart; bliaḋain ó ṡoin.
**Aonarḋaċt,** uaigneas; a beiṫ gan ḃain-ċéile.

**Ḃí tráṫ a ḟuascailte buailte leis,** ḃí an t-am tagaiṫe nuair do ḃéaḋ deireaḋ leis an gcráḋ ċroiḋe a ḃí air.
**Breicneać,** "fear breáġ breicneać," fear ballać; fear go ḃfuil a ċroiceann breacuiġṫe le balla beaga buiḋe.
**Brúċtġail,** ag brúġaḋ amać toirc ná raiḃ sliġe ḋó.
**Buacać,** "go buacać," go hálainn, go haoiḃinn, go huaiḃreać.

**Ciać,** brón, duḃaċas, truime croiḋe.
**Cliaṁain,** "mo ċliaṁain," an fear atá pósta lem' inġin.
**Cromadaḋ,** "ar a cromadaḋ," a ceann fúṫi agus cruit uirṫi.
**Ċuaiḋ caiṫeaṁ ar an aimsir,** ċuaiḋ an t-am ṫart, d'imṫiġ na laeṫeanta leo i nḋiaiḋ a ċéile.

**Do ċaill a urlaḃra air,** ní ḟéadfaḋ sé caint a ḋéanam; ní raiḃ sé n-a ċumas focal a ráḋ.
**doiċeallaċ,** mío-ḟáilteaċ, gruamḋa, dúr.
**duiḃtean,** dorċadas trom, tiuġ.
**duineaṁail,** "fear duineaṁail," fear fearaṁail, nádúrta, carṫannaċ, báḋṁar.

**fuadar,** deaḃaḋ mór nó deiṫneas mór.

**laincide,** ceangal a cuirtear ar ċosa beaṫaiḋiġ ar nós ná raġaḋ sé ar seaċrán. An rún do ḋein Tadġ i dtaoḃ Ṁáire ḃí sé mar "laincide" ar a ṫoil.
**leaṫ-láṁaċ,** i n-easbaiḋ congnaiṁ, "táim go han-leaṫ-láṁaċ," tá congnaṁ ag teastáil go mór uaim.

**maoluġaḋ,** lagaḋ, laġduġaḋ, faoiseaṁ, ciúineas.
**muar-ċúis** (mór-ċúis), uaḃar; eirġe i n-áirde.

**ná raiḃ sé ro-ġéal leis féin,** ná raiḃ sé ró-ṁuinnteardḋa leis féin.

**práiḋinn,** trioblóid, imniḋe, buaiḋreaṁ, deaḃaḋ mór.

**raṫaṁnas,** sonas, séan, deaġ-raṫ.

**Sean-ḃáiḋ,** cáirdeas fada; muinntearas a ḃí ann le bliaḋanta.
**suaiḋte,** tré n-a céile, corruiġṫe.

**Taḃarṫaċ,** sásaṁail; "earraċ taḃarṫaċ," earraċ bog go raiḃ fás mór ann.

# AḊLACAḊ AN ĊLOIGINN.

**Aḋlacaḋ,** ag cur cuirp ins an úir.
**áṫ ceilpe,** clais a deintear i n-aice na trága in a dóiġtear feamnaċ (múraċ) tirm ċun ceilpe a ḋéanaṁ de.

**Caointeaċán,** gol an-ḃrónaċ.
**cásṁar,** an-ḃrónaċ, gearánaċ, dólásaċ.
**cleaṫarail,** bualaḋ agus leadraḋ.

**Déagaiḃ,** "daoine óga ins na déagaiḃ" daoine ná raiḃ fiċe bliaḋain slánuiġṫe aca; daoine idir deiċ mbliaḋain agus fiċe bliaḋain d'aois.
**duairceas,** gruaim, míoṡásaṁ.

**fanntaisne,** "tuitim i ḃfanntaisne," dul i laige.
**follaċán,** áit 'n-a téiġeann duine i ḃfolaċ nó 'n-a cuirtear rudaí i ḃfolaċ.

**Goltraiḋe,** ceol brónaċ, caointeaċ.

**lí,** daṫ, snuaḋ, "d'iompuiġ a lí ar gaċ éinne," do ḃánuiġ gaċ aġaiḋ.

**mangairí mara,** "smuigléirí"; daoine a ḃeireann earraiḋe isteaċ ó ṫíorṫaiḃ tar lear gan aon ċáin a ḋíol asta.

**neaṁ-ṡaoġalta,** ná baineann leis an saoġal so.
**níor ḃfada go ndéaġaiḋ an sult agus an greann ar ceal,** do cuireaḋ stad go hobann leis an sult agus leis an ngreann.

**Scéiṫ,** "gan an rún a scéiṫ," gan an rún a noċtaḋ nó do leigint amaċ.
**sean-ṡluasaḋ do ḃí ar leaṫ-ċluais,** sean-ṡluasaḋ go raiḃ leaṫ-taoḃ de'n lainn nó de'n iarann imṫiġṫe.

**Toċailt,** ag pollaḋ san dtalaṁ.

**Uailleaċ,** screadaċ, béiceaċ.

**Uall-ġol,** gol árd-ċaointeaċ, uaṫḃásaċ.
**uċláinín,** osnaḋ caointeaċ.

# TURAS AN DOṀAIN.

**Áḋḃar gréiḋne,** ceap magaiḋ; duine gur féidir amadán a ḋéanaṁ de.

**Baḋb,** báirseaċ; bean ṁillteaċ ḋroċ-labarṫaċ.
**balcais,** somaċán; duine bog, raṁar, gan an iomarca cruinnis ann.

**Caṫuġaḋ,** aiṫṁéala, aiṫriġe, brón.
**cearrḃac,** fear atá an-ṫabarṫa do ċártaí d'imirt.
**cleiṫ-ḃiḋ,** driosúr beag a croċtar ar ḃalla.
**coite,** bád an-ḃeag.
**coṁairle mo leasa,** coṁairle a raġad ċun tairḃe dom.

**Deonuġaḋ,** "deonuġaḋ Dé," toil Dé; cead le Dia.
**do ḃreiṫ sé,** do ḃuaiḋ sé; d'eiriġ leis san imirt.
**droiġin,** "maide droiġin," maide nó bata a deintear as an sceiċ ar a ḃfásann an áirne. Droiġean = sceaċ "ḋub."

**Faoil-árd na haille,** an beann a b'aoirde de'n aill.
**faoiṫean,** tráṫnóna; tuitim na hoiḋċe; dul faoi do'n ġréin.
**feannta,** "ċun a feannta," ċun go mbainfiḋe an croiceann dí.
**feirc,** cor nó cúinne nó filleaḋ a ḃíonn ar ḃilleoig hata.

**Gligín,** duine leaṫ-éadtrom; duine dícéillíḋe.
**goilleaṁaint,** "ag goilleaṁaint ar mo ċroiḋe," ag cur triob-lóide ar mo ċroiḋe; ag cur buaiḋearṫa orm.

**Graḋain,** "graḋain mo ċroiḋe tú," grá mo ċroiḋe tú; tá bród orm asat; molaim tú.

**Leargaċ,** staiġreaṁail, mar staiġre.
**Liaṫaḋ,** droċ-aicíd a ṫagann ar ċaoraċa.
**Lomra** [**Lomar**] an méid olna a ḃíonn ar ċaoraiġ.

**Pillín guairne,** rud cruinn a ḃíonn ag casaḋ ar nós liaṫróide.
**Plásóg,** áit réiḋ, féarṁar.
**Preabán,** stiall éadaiġ le n-a ndeisiġtear poll i gcóta nó i mbríste.

**Scairt gáire,** scread gáire; gáire árd, fuaimneaċ.
**Scimpéirí,** dailtíní, buaċaillí droċ-ṁúinte.
**Seanċríonnaċt,** ciall, tuigsint; ciall duine ċríonna.
**Searraḋ,** casaḋ, corruiġe.
**Sliodarnaiġ,** ag sciorraḋ nó ag sleaṁnuġaḋ le fánaiḋ.
**Speaḃraoidí,** mearḃaill; mearcáin mearaiḋe; brionglóidí; taiḋḃriḋṫe.
**Spleáḋċas,** "gan spleáḋċas dom," gan aon ḃeann aige orm; im' aimḋeoin; gan cead uaim.
**Spleódar,** áṫas, meiḋir.
**Strapadóireaċt,** dréimireaċt; ag déanaṁ dréimire nó staiġre de strapaí aille cun an ḃairr do ḃaint amaċ.

**Taise,** "níor taise dom-sa é." Ní mise an t-aon duine aṁáin a ḃí ar an gcuma sin.
**Ṫeangṁóċaḋ,** "cé ṫeangṁóċaḋ liom," cé cassaiḋe orm.
**Tortóg,** meall beag fraoċaċ; cnap tiuġ fraoiġ.

**Umlasc,** ag unfairt.

**Ḃí sé amuiġ orm go ḃféadfainn tosaċ do ḃaint do rón,** deirtí go raġann amaċ ṫar rón san snáṁ.

**Do ṡíneas ṫarm ar mo ṫár i n-áirde,** do luiġeas síos ar mo ḋrom. Tár=bolg.

**"Mo ṡaoġal dearg ort!"** trioblóidí mo ṡaoġail-se anuas ort! Deirtear é seo le searḃas.

**Ní muar dam greim le n-iṫe do ḃeiṫ agam, ⁊rl.** Caiṫfiḋ mé greim le n-iṫe do ḃeiṫ agam; beiḋ greim le n-iṫe ag teas-táil uaim.
**Níor ṫug an talaṁ úd aċt fraoċ agus aiteann;** níor ḟás aon rud ar an dtalaṁ aċt fraoċ agus aiteann.

